


# Cur lenár ngealltanas don Eoraip:

*Scéal Choimisiún von der Leyen*

**Cur lenár ngealltanas don Eoraip: Scéal Choimisiún von der Leyen**

An Coimisiún Eorpach
Ard-Stiúrthóireacht na Cumarsáide
1049 Bruxelles/Brussel
AN BHEILG

PDF ISBN 978-92-68-12894-7 doi:10.2775/401874 NA-05-24-113-GA-N



Lucsamburg: Oifig Foilseachán an Aontais Eorpaigh, 2024



# Clár Ábhar

*I dtús théarma oifige Choimisiún von der Leyen i mí na Nollag 2019, thugamar gealltanas don Eoraip: gheallamar go mbeimis ceannasach uaillmhianach. Mhóidíomar riar ar mhianta shaoránaigh an Aontais agus aghaidh a thabhairt ar dhúshláin de réir mar a thiocfadh siad chun cinn. Ó shin i leith, tá an Coimisiún seo ag obair gan stad gan staonadh chun an obair a thug muintir na hEorpa ar iontaoibh dó a chur i gcrích.*

*Agus chuireamar lenár ngealltanas. Choinníomar an cúrsa maidir leis na sé thosaíocht a leagamar síos i dtús ár mandáide, agus, san am céanna, d'aimsíomar réitigh ar chuid de na trialacha is mó a raibh an Eoraip i ngleic leo riamh.*

*Ó dhul i ngleic le paindéim dhomhanda go láimhseáil le mórtheagmhais aimsire a tháinig as an athrú aeráide, ó fhreagra a thabhairt ar chogadh foghach brúidiúil na Rúise i gcoinne na hÚcráine go dtí an ghéarchéim fuinnimh is measa le blianta fada a bhainistiú, chrapamar suas ár muinchillí agus d'fhreagraíomar na dúshláin urghnácha a bhí romhainn. D'ainneoin an bhrú ón iliomad géarchéimeanna, d'éirigh leis an gCoimisiún féachaint chun cinn agus dúshláin ríthábhachtacha na nglún Eorpach atá le teacht a fhreagairt. Léiríomar go mbíonn an tAontas seo againne i mbarr a mhaitheasa nuair a bhíonn sé ceannasach.*

*Seo scéal Choimisiún von der Leyen.*



# Aghaidh a thabhairt go díreach ar na géarchéimeanna

## An phaindéim a threascairt

Nuair a bhuail an phaindéim is measa dá raibh ar domhan lenár linn, **chuaigh an Coimisiún i mbun gnó chun beatha daoine, slí bheatha daoine agus ár ngeilleagar a chosaint**.

Chabhraíomar le taighde ar vacsaíní tarrthála agus chuireamar ar fáil iad níos luaithe ná mar a rinneadh riamh roimhe. Rinneamar deimhin de go raibh na vacsaíní ar fáil do gach Eorpach in aon am amháin, cibé Ballstát ina raibh cónaí orthu. Fuaireamar suas le **4.6 billiún dáileog vacsaíne**, thar ceann na mBallstát, chun muintir na hEorpa a chosaint agus chun iad a roinnt le tíortha comhpháirtíochta. **Fuair os cionn 80 % de dhaoine fásta an Aontais an cúrsa vacsaínithe tosaigh.**

Ó ba rud é go bhféadfaidh tíortha a dteorainneacha a oscailt go cúramach de bharr an vacsaínithe, d'fhorbraíomar uirlisí praiticiúla chun a chur ar chumas mhuintir na hEorpa taisteal go sábháilte. **Chuireamar Deimhniú Digiteach COVID an Aontais ar bun**, deimhniú lena nasctar 78 gcinn de thíortha agus críocha. Is é sin an tsamhail feasta le haghaidh córas domhanda chun soghluaisteacht a éascú agus saoránaigh ar fud an domhain a chosaint ar phaindéimí.




Agus an chontúirt ann go ndúnfaí cuideachtaí agus go gcuirfí deireadh le poist de dheasca na ndianghlasálacha, d'fhorbraíomar ionstraim le haghaidh Tacaíocht shealadach chun Rioscaí Dífhostaíochta a mhaolú i gcás Éigeandála (SURE). In 2020, choinnigh sé **2.5 milliún cuideachta ar oscailt** agus **31.5 milliún Eorpach ina bpost**, rud a d'fhág nár tháinig géarchéim ollmhór eacnamaíoch agus shóisialta chun cinn. Agus nuair a bhí teorainneacha dúnta agus earraí dá stopadh ar an mbóthar, sheolamar na **Lánaí Glasa chun cúrsaíocht a éascú agus chun ganntanais earraí bunúsacha a chosc**.

### PRÍOMHÉACHTAÍ


© Adobe Stock

Chuir an Coimisiún leis an **maoiniú le haghaidh forbairt vacsaíní éifeachtacha** a rinne cuideachtaí cógaisíochta agus **gealltanas tugtha aige go gceannódh sé níos déanaí uathu na vacsaíní ar éirigh leo**.

**Níor imigh ach 6 mhí ó glacadh Straitéis an Aontais um Vacsaíní go dtí gur seachadadh na chéad bhaisceanna de vacsaíní COVID-19 chuig na Ballstáit.**





Díreach **15 seachtaine** tar éis an togra ón gCoimisiún, bhí **Deimhniú Digiteach COVID an Aontais** ar fáil do shaoránaigh i ngach Ballstát chun **taisteal níos sábháilte a éascú do chách**.

Faoi shamhradh 2023, **bhí 2.2 billiún ceann de Dheimhnithe Digiteacha COVID an Aontais eisithe**, rud a chabhraigh leis na hEorpaigh taisteal go sábháilte. Bhí 78 gcinn de thíortha agus críocha nasctha le **Tairseach AE** lenar féidir le húdaráis Deimhnithe Digiteacha a fhíorú ar bhealach slán a ráthaíonn príobháideachas an duine.




Thosaigh **Boyana** ón mBulgáir, céimí leighis a d'éirigh ina hiriseoir, ag obair sa tseirbhís leighis arís le linn phaindéim COVID-19 mar altra ar an líne thosaigh. In 2023, fuair sí oiliúint mar pharaimhíochaineoir i **seirbhís héileacaptar leighis éigeandála nua na Bulgáire, seirbhís a úsáideann héileacaptair a ceannaíodh le cistí de chuid an Aontas agus le cabhair ó NextGenerationEU**. Tá sí ag súil lena céad leanbh, agus tá ag dúil le dul isteach sa chabhlach héileacaptar.


© Vihren Georgiev, 2023

Chuir **Team Europe** (institiúidí an Aontais agus na Ballstáit) **€53.7 billiún ar fáil chun cabhrú le tíortha comhpháirtíochta** an éigeandáil sláinte a bhí ann a láimhseáil, a gcórais cúraim sláinte a neartú, agus na hiarmhairtí socheacnamaíocha a mhaolú.


© Adobe Stock



Chomhsheolamar **an tionscnamh Luasaire um Rochtain ar Uirlisí COVID-19** (an Luasaire ACT) chun forbairt agus rochtain chothrom ar vacsaíní agus cóireálacha COVID-19 le haghaidh an domhain ar fad a chur chun cinn.



I gcroílár an Luasaire ACT bhí **COVAX — iarracht iltaobhach ar vacsaíní a thabhairt chuig tíortha i mbéal forbartha**. Tá Team Europe fós ar an deontóir vacsaíní COVID-19 is mó trí COVAX.



Rinneamar **bearta cúnaimh nach bhfacthas a leithéidí riamh roimhe** chun cabhrú le muintir na hEorpa **na dúshláin shóisialta agus eacnamaíocha** a fhreagairt a d'eascair as an bpaindéim.

Chuidigh SURE, ár n-ionstraim chun scéimeanna fostaíochta gearr-ama a mhaoiniú ar fud an Aontais, **tacaíocht a thabhairt do thart ar 31.5 milliún fostaí agus duine féinfhostaithe agus breis agus 2.5 milliún gnólacht** in 2020. Sin **an tríú cuid, beagnach, den fhostaíocht iomlán agus níos mó ná an ceathrú cuid de na gnólachtaí** sna Ballstáit is tairbhithe. Fuair **9 milliún duine** agus breis agus **900 000 gnólacht** tacaíocht in 2021. San iomlán, **eisíocadh €98.4 billiún de chúnamh airgeadais faoi SURE le 19 mBallstát**.

## SURE

- **€98.4 billiún** de chúnamh airgeadais a eisíocadh **le 19 mBallstát.**
- Tugadh tacaíocht do thart ar **31.5 milliún fostaí agus daoine féinfhostaithe** agus os cionn **2.5 milliún gnólacht** in 2020.





A bhuí le hardrátáil chreidmheasa an Aontais, chuidigh **SURE** freisin leis na Ballstáit íocaíochtaí úis **€9 mbilliún** a shábháil.



D'éascaigh **cosaint na fostaíochta téarnamh tapa eacnamaíoch** na hEorpa **in 2021**.



Chuir an Coimisiún i láthair **an Tionscnamh Infheistíochta mar Fhreagairt ar an gCoróinvíreas agus an Tionscnamh Infheistíochta mar Fhreagairt ar an gCoróinvíreas Plus (CRII agus CRII+)**. **Chuidigh na hionstraimí sin leis na Ballstáit trealamh leighis a cheannach, oibrithe sláinte a íoc, agus tacú le hoibrithe agus le FBManna** trí chaiteachas a bhaineann le COVID a dhéanamh incháilithe faoin mBeartas Comhtháthaithe agus an incháilitheacht sin a dhéanamh cúlghabhálach.



Ag féachaint chun tosaigh, tá tús curtha againn le h**Aontas Sláinte na hEorpa a thógáil chun ullmhú do ghéarchéimeanna sláinte agus iad a fhreagairt le chéile**. Táimid ag déanamh deimhin de go bhfuil soláthairtí leighis ar fáil agus inacmhainne, agus go n-oibreoidh na Ballstáit le chéile chun feabhas a chur ar chosc, cóireáil agus iarchúram i gcás gach cineáil galar, go háirithe **ailse** a bhuí le **Plean Sáraithe Ailse na hEorpa**.

# Cumhacht a sholáthar do théarnamh na hEorpa



Díreach nuair a bhí vacsaíní á gcur ar fáil do gach Eorpach in aon am amháin, **d'oibríomar chun a chinntiú go bhféadfadh geilleagair na mBallstát uile, go háirithe iad siúd is measa a bhí buailte ag an bpaindéim, téarnamh go tapa**. **Tráth an chúlaithe eacnamaíoch is measa** ó bhí an Dara Cogadh Domhanda ann, **bhaineamar amach an téarnamh is láidre** ó bhí an borradh iarchogaidh ann. Is é an fáth a raibh an téarnamh sin indéanta, gur fhorbraíomar plean nua ceannasach, chun airgead a thiomsú ar an margadh agus chun infheistíocht a dhéanamh le chéile i dtéarnamh agus athléimneacht na hEorpa.

De bharr **NextGenerationEU** tá iontaoibh bhreise á cur inár ngeilleagar. Agus luach níos mó ná **€800 billiún** air, tá sé ag cur chun cinn ár ngeilleagar le meascán d'infheistíocht agus d'athchóirithe faoi láthair. Tá **torthaí nithiúla do mhuintir na hEorpa tagtha** cheana féin ar na céadta tionscadal atá á maoiniú ag NextGenerationEU, ó fheirmeacha gaoithe amach ón gcósta go traenacha leictreacha, ó sheirbhísí poiblí digiteacha thar barr go hospidéil den chéad scoth. San am céanna, tá NextGenerationEU á úsáid go straitéiseach ag na Ballstáit chun athchóirithe móra a dhéanamh, ar nós athchóirithe ar an margadh saothair, athchóirithe pinsin, agus dlús a chur le ceadú foinsí in-athnuaite fuinnimh. Ar an gcaoi sin tá an tAontas seo againne ag soláthar cumhachta do théarnamh na hEorpa.



© EU / APA-Fotoservice / Ferlin-Fiedler

Déanann **Koralmbahn**, iarnród nua 130 km idir **cathracha** Graz agus Klagenfurt **na hOstaire**, **an t-am taistil a ghiorrú ó 3 uair an chloig go 45 nóiméad**. **Agus infheistíochtaí €543 mhilliún ó phlean téarnaimh NextGenerationEU ann**, cruthaíonn an tionscadal sochair nithiúla do na 1.1 milliún duine atá ina gcónaí sa réigiún.

## PRÍOMHÉACHTAÍ



Cuireann NextGenerationEU béim **ar an aistriú glan agus ar an aistriú digiteach**. Tugtar íocaíochtaí do na Ballstáit de réir torthaí intomhaiste forásacha, rud a spreagann na húdaráis leis na hathchóirithe agus na hinfheistíochtaí a bhfuil siad tiomanta dóibh a chur i gcrích.



Ó mhí Feabhra 2024 i leith, le NextGenerationEU, **d'eisíocamar €225 bhilliún**, agus dá bharr sin théarnaigh geilleagar na hEorpa tar éis na paindéime agus méadaíodh athléimneacht shóisialta agus eacnamaíoch an Aontais.




5.8 milliún
duine

san Aontas a bhain tairbhe as bearta cosanta i gcoinne tubaistí a bhaineann leis an aeráid

Tá a spriocanna maoiniúcháin uaillmhianacha i leith gníomhú ar son na haeráide (37 %) agus gníomhaíocht dhigiteach (20 %) sáraithe go mór, agus caitheadh **40 % de na cistí ar ghníomhú ar son na haeráide, agus 26 %, ar ghníomhaíocht dhigiteach**. Tacaíonn na cistí go mór le gníomhaíochtaí sóisialta agus comhtháthúcháin freisin.

A bhuí le hinfheistíochtaí i ngníomhú ar son na haeráide faoi NextGenerationEU, bhain **5.8 milliún duine san Aontas tairbhe as bearta cosanta i gcoinne tubaistí a bhaineann leis an aeráid**, agus sábháladh 22 mhilliún meigeavatuair tomhaltais fuinnimh.

NextGenEU

Níos mó ná
€800 billiún
trí NextGenerationEU




**Sa Fhrainc, mhaoinigh NextGenerationEU** athchóiriú a bhí tíosach ar an bhfuinneamh ar 20 000 teaghais shóisialta. **Sa Spáinn**, thacaigh sé le breis agus 60 cuideachta i dtaighde agus nuálaíocht ar mhaithe leis an tsoghluaisteacht inbhuanaithe.




**An tSaoráid Téarnaimh agus Athléimneachta:** rannchuidiú lenár gcuspóirí aeráide agus digiteacha

40 % den chaiteachas le haghaidh infheistíochtaí agus athchóirithe a bhaineann leis an AERÁID

26 % den chaiteachas le haghaidh chothú an aistrithe DHIGITIGH



Tá **maoiniú á chur ar fáil againn freisin le haghaidh tionscadail náisiúnta a thugann aghaidh ar mhaolú ar an athrú aeráide**. Mar shampla, áirítear i b**plean téarnaimh na Gréige** bearta chun dlús a chur le cosaint shibhialta agus le hiarrachtaí ar fhreagairt ar fhalscaithe agus tuilte, chomh maith le díonadh ar an athrú aeráide an bonneagar iompair.



Áirítear i b**plean téarnaimh na Slóivéine bearta chun aghaidh a thabhairt ar thuilte**. Tar éis tobthuilte i mí Lúnasa 2023, chuireamar tascfhórsa ar bun ina bhfuil ionadaithe ón gCoimisiún agus ón tSlóivéin, chun staidéar a dhéanamh ar bhealaí chun tacaíocht níos fearr a thabhairt le maoiniú ón Aontas atá ann cheana do limistéir atá buailte.


© Adobe Stock

Faoi NextGenerationEU, **tá rochtain idirlín ardluais faighte ag beagnach 18 milliún teaghlach san Aontas, agus bhain 247 mhilliún úsáideoir tairbhe as seirbhísí digiteacha poiblí nua nó feabhsaithe**.


© Adobe Stock

Mar chuid de na hathchóirithe faoi NextGenerationEU, **rinne na Ballstáit ualaí riaracháin nach bhfuil gá leo a laghdú agus a dtimpeallacht ghnó a fheabhsú**. Mar shampla, thug an Iodáil roinnt athchóirithe isteach chun feabhas a chur ar a timpeallacht ghnó, go háirithe an t-achar chun gnólacht a chur ar bun a laghdú go 4 lá.



Tá na deiseanna a chuirtear ar fáil le NextGenerationEU á dtapú ag cuideachtaí Eorpacha. I gcomhpháirtíocht fhíor-Eorpach, tá Elekta na Sualainne agus Philips na hÍsiltíre ag soláthar príomh-chomhpháirteanna chun **luasaire athshondais mhaighnéadaigh líneach a shuiteáil le haghaidh cóireáil ailse i Málta, ceann amháin de thart ar 100 meaisín den chineál sin ar fud an domhain**.

# *Freagra docht ar ionradh na Rúise ar an Úcráin*

Nuair a bhí tancanna na Rúise ag trasnú na teorann, **sheas an tAontas an fód ar son na hÚcráine, le haontacht, neart agus diongbháilteacht**. Agus, arís eile, bhí an Coimisiún, inchurtha leis an ócáid. Réitíomar an bealach chun **níos mó ná 4 mhilliún dídeanaí ón Úcráin a óstáil san Aontas**. D'eagraíomar cúnamh daonnúil, airgeadais agus míleata nach bhfacthas a leithéid riamh roimhe ón Aontas agus ó na Ballstáit, cúnamh ar fiú **breis agus €88 mbilliún é go dtí seo, lena n-áirítear €28 mbilliún i dtacaíocht mhíleata**. Agus táimid ag obair i ndlúthchomhar lenár gcomhpháirtithe G7 lena chinntiú go gcuirfear gach euro san áit is mó a bhfuil gá leis san Úcráin.

Chuaigh an deachtóir sa Chreimil sa seans air nach mbeadh muintir na hEorpa aontaithe. Le chéile, chruthaíomar nach raibh an ceart aige. Seasfaimid leis an Úcráin fad agus is gá. Tríd **an tSaoráid nua don Úcráin**, agus muintir na hÚcráine ag troid ar ais i gcoinne an ionraidh, cuirfimid **€50 billiún eile ar fáil sna 4 bliana amach romhainn**, chun cuidiú a thabhairt seirbhísí bunúsacha a chur ar fáil — scoileanna a choinneáil ar oscailt, tuarastail agus pinsin a íoc. Gach bua dá mbeidh ag an Úcráin i gcoinne an ionsaitheora, is bua é freisin ag ár gcomhshlándáil san Eoraip.




In aon tráth leis sin, thacaíomar leis an Úcráin gach céim den bhealach agus í ag obair go crua chun athchóiriú a dhéanamh agus chun **drannadh leis an Aontas**. Agus aitheantas á thabhairt aige don dul chun cinn ollmhór atá déanta ag an tír sin agus ag freagairt ardmhianta mhuintir na hÚcráine, rinne an tAontas an cinneadh stairiúil **tús a chur le caibidlíocht aontachais leis an Úcráin**, ar bhonn moladh ón gCoimisiún.

Chuidíomar freisin dul i ngleic le tionchar ionsaí na Rúise ar fud an domhain. Agus an chontúirt ann go spreagfaí géarchéim dhomhanda bhia de dheasca an chogaidh a bhí an Rúis a fhearadh, cheapamar réitigh i leith trádmharcanna chun barra na hÚcráine a thabhairt chuig na tíortha is mó a raibh siad ag teastáil uathu.

Thart ar **122 mhilliún tona** d'earraí na hÚcráine easpórtáilte



© Adobe Stock

*Idir mí n Bealtaine 2022 agus mí Eanáir 2024

D'osclaíomar **Lánaí Dlúthpháirtíochta** a bhí ina gcuidiú **122 mhilliún tona d'earraí ón Úcráin a easpórtáil**, lena n-áirítear beagnach **64 mhilliún tona de tháirgí talmhaíochta, lena n-easpórtáil den chuid is mó**.

In aon tráth leis sin, táimid ar thús cadhnaíochta sna hiarrachtaí ar an Rúis a choinneáil cuntasach as a cuid gníomhaíochtaí agus íoc as an scrios a rinne sí. Thugamar **13 phacáiste smachtbhannaí** isteach chun meaisín cogaidh Moscó a chur ó mhaith. Tá bac curtha againn ar **os cionn €200 billiún de shócmhainní Bhanc Ceannais na Rúise san Aontas**. Táimid ag tacú le bailiú fianaise maidir le coireanna cogaidh na Rúise agus coir an ionsaithe féin. Toisc go seasann an Eoraip leis an dlí idirnáisiúnta.




## PRÍOMHÉACHTAÍ



Is é rud a rinne cogadh na Rúise i gcoinne na hÚcráine an tAontas agus an Úcráin a thabhairt níos gaire dá chéile: **Is iarrthóir oifigiúil anois í an Úcráin ar dhul isteach san Aontas Eorpach agus tugadh cead tabhairt faoin gcaibidlíocht aontachais** ar mholadh ón gCoimisiún.



Ó bhí tús an chogaidh ann, rinneamar modhanna uathúla cúnaimh eacnamaíoch, dhaonnúil agus mhíleata a chur ar obair agus a fhorbairt, sa chaoi gur fiú **os cionn €88 mbilliún** an tacaíocht iomlán a chuir an tAontas agus a Bhallstáit ar fáil.

Chun deimhin a dhéanamh de gur féidir leis an Úcráin leanúint de bheith ag brath ar an maoiniú atá ag teastáil uirthi, mholamar **an tSaoráid don Úcráin**, lena gcuirfear suas le **€50 billiún ar fáil don Úcráin i bhfoirm deontas agus iasachtaí lamháltais** idir 2024 agus 2027.






Tá príomhról glactha ag an gCoimisiún maidir le tacaíocht eacnamaíoch idirnáisiúnta don Úcráin a chomhordú, trí Rúnaíocht an **Ardáin Ilghníomhaireachtaí um Chomhordú na nDeontóirí**, faoi stiúir G7, a óstáil.



A bhuí lenár Lánaí Dlúthpháirtíochta, chruthaíomar **bealaí malartacha le haghaidh thrádáil na hÚcráine** nuair a chuir an Rúis imshuí ar idirthurais tríd an Muir Dhubh. Idir mí na Bealtaine 2022 agus mí Eanáir 2024, rinneadh **122 mhilliún tona earraí a easpórtáil** agus **45 mhilliún tona a iompórtáil** de bharr na Lánaí Dlúthpháirtíochta, agus meastar go raibh thart ar **€139 mbilliún** san iomlán i gceist leis sin.



Chomh maith leis sin tá **tacaíocht mhíleata os cionn €28 mbilliún** curtha ar fáil ag an Aontas Eorpach agus a Bhallstáit chun cuidiú leis an Úcráin í féin a chosaint, os cionn **€6 bhilliún ón tSaoráid Eorpach Síochána** san áireamh. Ina theannta sin, tá **breis agus 40 000 saighdiúir Úcránach oilte** go dtí seo ag Misean Cúnaimh Mhíleata an Aontais don Úcráin.

Go dtí seo, tá **13 phacáiste smachtbhannaí fadréimseacha** ullmhaithe agus curtha chun feidhme ag an gCoimisiún i gcoinne na Creimile agus a comhghuaillithe, chun a gcumas an cogadh a mhaoiniú agus a fhearadh a chur ó mhaith.



Tá feidhm ag smachtbhannaí an Aontais maidir le breis agus **2 000 duine agus eintiteas** faoi láthair. Tá os cionn **€28 mbilliún dá sócmhainní príobháideacha reoite** san Aontas.

D'aontaigh an tAontas **príomhbhainc na Rúise a chur amach** as córas SWIFT



Tá **70 %** de shócmhainní chóras baincéireachta na Rúise cumhdaithe leis na smachtbhannaí.



Tá **58 % easpórtálacha an Aontais chuig an Rúis mar a bhí roimh an ionradh, agus 61 % d'iompórtálacha réamhchogaidh** cumhdaithe lenár smachtbhannaí. Tá **toirmeasc curtha againn ar amhola ar muir agus táirgí peitriliam scagtha a iompórtáil ón Rúis**. Ó bhí thart ar leathchuid d'easpórtálacha iomlána ola na Rúise ag dul chuig an Aontas (€71 bhilliún in 2021), bhí tionchar mór aige sin.

Mhol an Coimisiún agus an tArdionad, agus tá an moladh sin glactha ag na Ballstáit, **úsáid a bhaint as an ioncam urghnách** a eascraíonn as sócmhainní Bhanc Ceannais na Rúise a bhainistiú san Aontas chun **tacú le téarnamh agus atógáil na hÚcráine**.



Tá **Khrystyna** ar dhuine den **iliomad Úcránach** a theith ó fhogha na Rúise. **Cuireadh fáilte roimpi i réigiún Limburg na hÍsiltíre**. A bhuí leis an **Treoir um Chosaint Shealadach, is féidir léi a beatha a shaothrú anois trí bheith ag obair san óstán féin inar fhan sí ar dtús nuair a tháinig sí isteach** san Ísiltír.



© Khrystyna Vlasova, 2024

Ghníomhaíomar chun dídean a thabhairt do dhaoine atá ar a dteitheadh ón gcogadh san Úcráin tríd an Treoir um Chosaint Shealadach a ghníomhachtú. **I láthair na huaire tá cearta bunúsacha á theachtadh ag 4 mhilliún duine, mná agus páistí a tháinig ó Úcráin den chuid is mó**, cearta ar nós rochtain ar an margadh saothair, cúram leighis agus oideachas do na leanaí.

Cosaint shealadach d'os cionn **4 mhilliún duine**







Mar chuid den oibríocht is mó faoi **Shásra an Aontais um Chosaint Shibhialta**, chuireamar breis agus 144 000 tona cúnaimh ar fáil don Úcráin, agus tá córas aslonnaithe leighis (Medevac) bunaithe againn, sa chaoi gur féidir **breis agus 3 000 othar Úcránach a aslonnú chuig ospidéil i 22 thír Eorpacha**.

# Cumas athléimneachta, slándála agus cosanta na hEorpa a neartú

Agus ós rud é gur tháinig athrú ó bhonn ar an timpeallacht straitéiseach timpeall orainn, ní mór don Eoraip aghaidh a thabhairt ar fhreagracht nua. Sin an fáth a bhfuil **Straitéis Eorpach nua maidir le Tionsclaíocht i réimse na Cosanta** á forbairt ag an gCoimisiún seo. Tabharfaidh sé fócas straitéiseach isteach agus cuideoidh sé iarrachtaí na mBallstát agus na ngnólachtaí Eorpacha a cheangal dá chéile — ó thaighde go tionsclú agus tráchtálú córas nua, go borradh táirgeachta, soláthar comhordaithe agus slándáil an tsoláthair. Mar **go bhfuil gá le slándáil chun go mbeidh síocháin ann**.

## PRÍOMHÉACHTAÍ


© Adobe Stock

Tá borradh curtha againn faoi shlándáil fhisiceach an bhonneagair chriticiúil agus na n-eintiteas criticiúil a bhuí leis **an Treoir maidir le hAthléimneacht Eintiteas Criticiúil,** lena gceanglaítear ar na Ballstáit measúnuithe riosca a dhéanamh ar a n-earnálacha criticiúla; agus leis an **Treoirphlean maidir le Bonneagar Criticiúil**, leagamar síos creat le haghaidh freagairt aontaithe ar theagmhais bhonneagair chriticiúla choitianta.



© Adobe Stock

Ghníomhaigh an Coimisiún chun **cur i gcoinne theacht chun cinn na bréagaisnéise agus na mífhaisnéise**, go háirithe ar líne. Neartaíomar an **Cód Cleachtais maidir le Bréagaisnéis** lena n-áirítear mórchuideachtaí teicneolaíochta, ardáin agus an tsochaí shibhialta. Leis an n**Gníomh um Sheirbhísí Digiteacha**, chuireamar modhanna breise leis chun cosc a chur ar fhaisnéis bhréagach a scaipeadh ar líne.


© Adobe Stock

Tá dlús curtha againn leis an g**comhrac i gcoinne na coireachta eagraithe agus na sceimhlitheoireachta as líne agus ar líne.** Tá rialacha leagtha amach againn chun cineálacha nua gáinneála ar dhaoine a chomhrac; leagamar amach treochlár sa chomhrac i gcoinne líonraí coiriúla, go háirithe iad siúd a bhfuil baint acu le gáinneáil ar dhrugaí. Ina theannta sin, chun an sceimhlitheoireacht a chomhrac agus chun an radacú a chosc, cuireadh rialacha ar bun lena gceanglaítear ar ardáin ar líne **ábhar sceimhlitheoireachta ar líne a scriosadh laistigh d'uair an chloig**.



© Adobe Stock

Tá borradh curtha againn faoi **chomhar trasteorann na bpóilíní agus na n-údarás forfheidhmithe dlí**. Táthar tar éis sainorduithe treisithe a thabhairt do Europol agus Eurojust chun gur féidir leo tacaíocht níos fearr a thabhairt do na húdaráis náisiúnta.




D'oibrigh an Coimisiún chun na dálaí a cruthú faoinar féidir **limistéar Schengen a mhéadú go sábháilte rathúil chun an Chróit, an Rómáin agus an Bhulgáir a áireamh ann**, agus, san am céanna, a rialachas agus a rialacha a nuashonrú. **Seoladh timthriall bliantúil Schengen in 2022**, a gcuirtear tús leis gach bliain le **Tuarascáil ar Staid Schengen** ina sainaithnítear rioscaí agus bearnaí slándála.

I mí Feabhra 2024, tháinig na comhreachtóirí ar chomhaontú maidir le **Cód Teorainneacha Schengen** nuashonraithe. Leis an gcód nua tá sásra leagtha síos chun srianta sealadacha taistil a thabhairt isteach ag an teorainn sheachtrach i gcás éigeandálaí sláinte. Ina theannta sin, tá na modhanna lenar féidir leis na Ballstáit dul i ngleic le hionstraimiú imirceach a dhéanfadh tríú tíortha agus gníomhaithe neamhstáit.







Tá **dlús curtha againn lenár gcomhpháirtíocht láidir le hEagraíocht Chonradh an Atlantaigh Thuaidh (ECAT)**. Le **Dearbhú Comhpháirteach um Chomhar idir an tAontas agus ECAT**, a eisíodh le déanaí, táimid ag forbairt obair chomhpháirteach atá á déanamh againn ar bhagairtí hibrideacha, cibearbhagairtí, sceimhlitheoireacht agus impleachtaí slándála a bhaineann leis an athrú aeráide. Sheolamar an **Tascfhórsa idir an tAontas agus ECAT um Athléimneacht an Bhonneagair Chriticiúil** chun suaitheadh coiteann ar sheirbhísí riachtanacha a chosc ar bhealach níos fearr agus chun aghaidh a thabhairt ar dhúshláin slándála chomhpháirteacha i réimse an bhonneagair chriticiúil.

Leis an g**Ciste Eorpach Cosanta**, leis an n**Gníomh um thionscal cosanta na hEorpa a atreisiú trí sholáthar comhoibríoch**, agus leis an n**Gníomh mar thaca le Táirgeadh Armlóin** tá tionscal cosanta na hEorpa á chur ag obair againn chun níos mó dár slándáil a mhonarú sa bhaile. Is gearr go gcuirfear an **Clár Eorpach Forbartha Tionscal** i réimse na Cosanta in ionad bearta gearrthéarmacha mar fhreagairt láithreach ar an lán-ionradh ar an Úcráin.



# *Réitigh choiteanna ar an ngéarchéim fuinnimh is measa le blianta fada anuas*

Agus í ag tosú ar a hionsaí ar an Úcráin, bhain an Rúis úsáid as fuinneamh chun dúmhál a chur orainn, rud a spreag géarchéim fuinnimh san Eoraip agus an eagla roimh chlistí cumhachta. Arís eile, tharraing an tAontas seo againne le chéile.

Leis an bplean ceannródaíoch **REPowerEU** ón gCoimisiún, d'éirigh linn ár soláthairtí fuinnimh a chinntiú agus ár spleáchas ar an Rúis a laghdú. Rinneamar ár soláthairtí a éagsúlú trí chomhpháirtithe iontaofa nua a aimsiú. Chuireamar **laghdú 18 % ar an úsáid a bhíomar a bhaint as an ngás** — a bhuí leis na hiarrachtaí ollmhóra a rinne muintir agus cuideachtaí na hEorpa. Agus **chuireamar dlús le feidhmiú céimneach na bhfoinsí in-athnuaite fuinnimh**.

Den chéad uair riamh, tháirgeamar níos mó leictreachais ón ngaoth san Aontas anuraidh ná ón ngás. Is beag nach bhfuil dúbailt déanta againn ar an ngrianfhuinneamh a tháirgtear san Eoraip. **Agus tá méadú thart ar 35 % tagtha ar shuiteálacha fuinnimh gréine agus gaoithe ar bhonn bliantúil**.

Chun aghaidh a thabhairt ar an ardú tobann atá tagtha ar phraghsanna fuinnimh mar gheall ar dhúmhál na Rúise, rud ba chúis le cruatan dár ndaoine agus dár gcuideachtaí, chuireamar cur chuige ar bun ar éirigh leis cheana féin le linn na paindéime.

Chuireamar **Ardán Fuinnimh an Aontais** i bhfeidhm chun an t-éileamh ar ghás a chomhthiomsú agus tairiscintí iomaíocha a sheoladh, rud a thug seasamh caibidlíochta níos láidre dár gcuideachtaí ar na margaí domhanda. Agus tá ag éirí leis sin. In 2023 bhí rochtain ag ceannaitheoirí Eorpacha ar **42 bhilliún méadar ciúbach gáis tríd an Ardán**. Agus bhí ró-éileamh (ar thrí oiread an mhéid a bhí ag teastáil) ar an gcomhthairiscint is déanaí ón Aontas, mí Feabhra 2024, tairiscint a tharraing toirt 97.4 billiún méadar ciúbach ó sholáthraithe idirnáisiúnta.

A bhuí leis na gníomhaíochtaí comhcheangailte a rinneamar, **tá praghsanna an lae inniu beagnach 10 n-uaire níos ísle ná mar a bhí nuair ba throime an ghéarchéim**. Agus tá deireadh le spleáchas na hEorpa ar bhreoslaí iontaise ón Rúis feasta.

## PRÍOMHÉACHTAÍ

Éabhlóid na bpraghsanna **gáis agus leictreachais**




*Foinse: © An tAontas Eorpach (bunaithe ar S&P Global Platts).*
*NB: Is éard atá sna praghsanna gáis meánluach seachtainiúil TTF an lá roimh ré. Is éard atá sna praghsanna leictreachais meán ualaithe seachtainiúil na margaí is mó san Aontas.*

## PRÍOMHÉACHTAÍ

# REPowerEU

Ár bplean infheistíochta, arb é is aidhm dó beagnach €300 billiún a chur ar fáil, spleáchas ar bhreoslaí iontaise na Rúise a laghdú agus an t-aistriú glas a chur chun cinn

### FUINNEAMH **A CHOIGILT**

Trínár laghdú ar an éileamh ar ghás a chomhordú




**18 %**
**Laghdú ar an éileamh** idir Lúnasa 2022 agus Nollaig 2023

**101 bcm(*)**
gáis **coigilte**

**99 %**
d' **acmhainneachtaí stórála a bhí lán** i mí na Samhna 2023

(sa chaoi gur sáraíodh an sprioc 90 % faoin 1 Samhain 2023)

### **ÁR SOLÁTHAR A ÉAGSÚLÚ**

Trí sholáthraithe iontaofa nua

CÉATADÁN DE GHÁS PÍBLÍNE NA RÚISE IOMPÓRTÁLACHA DE GHÁS AE IOMLÁN




Príomhsholáthraí reatha an Aontais Eorpaigh: **An Iorua (30 % d'iompórtálacha píblíne in 2023)**

**GNL**

**iompórtálacha GNL** ó sholáthraithe neamh-Rúiseacha




Príomhsholáthraí GNL reatha an Aontais Eorpaigh: **na Stáit Aontaithe (46 % d'iompórtálacha GNL)**

### **ARDÁN** FUINNIMH AN AONTAIS

Sna ceithre thairiscint AE maidir le ceannach comhpháirteach gáis a eagraíodh faoi Ardán Fuinnimh an Aontais in 2023, léirigh **113 chuideachta** ar fud an Aontais éileamh ar ghás os cionn 54 bcm.

Fuair ceannaitheoirí Eorpacha tairiscintí **42 bcm gáis tríd an Ardán in 2023**.

### INFHEISTÍOCHT A DHÉANAMH I bh**FOINSÍ IN-ATHNUAITE**

Dlús a chur leis an aistriú chuig fuinneamh níos inbhuanaithe agus níos saoire

CUR IN ÚSÁID FOINSÍ IN-ATHNUAITE (2023)

LEICTREACHAS A GINEADH (2023)




(*) bcm = billiún méadar ciúbach.

# *Tacaíocht a chur ar fáil nuair a thagann tubaiste chun cinn*

Le linn a mhandáide, chuir an Coimisiún go mór le cumas na hEorpa tacaíocht ríthábhachtach a chur ar fáil do thíortha atá buailte ag tubaiste, ó thuilte go dóiteáin foraoise, ó chreathanna talún go héigeandálaí leighis.

Tá tacaíocht dírithe ag **Sásra an Aontais um Chosaint Shibhialta** chuig gach cuid den mhór-roinn agus níos faide i gcéin. Bhí ár bhfoirne ag obair chun daoine a tharrtháil agus an smionagar a ghlanadh díreach uair an chloig tar éis do **chreathanna talún marfacha scrios a dhéanamh san Albáin, sa Chróit agus in Türkiye**. Ghníomhaigh siad go tapa agus thug tacaíocht ar an talamh tar éis **tuilte tubaisteacha sa Bheilg, sa Ghearmáin, san Iodáil agus sa tSlóivéin**.

Ó 2019 i leith, tá **os cionn €3 bhilliún curtha ar fáil againn trí Chiste Dlúthpháirtíochta an Aontais** do Bhallstáit agus do thíortha aontachais ar bhuail tubaistí nádúrtha agus éigeandálaí sláinte poiblí iad.





Chuidigh ár gcabhlach comhraic dóiteáin falscaithe a chomhrac ón nGréig go dtí an Phortaingéil, ón bhFrainc go dtí an Albáin. Agus ar an taobh thall den Atlantach freisin: Den chéad uair riamh, **chuaigh Ceanada i muinín na hEorpa chun tacaíocht a fháil nuair a bhuail na dóiteáin foraoise é ba mheasa le blianta beaga anuas**. Agus d'fhreagair an Eoraip an glao: Chuaigh na céadta comhraiceoirí dóiteáin Eorpacha i ngleic leis na dóiteáin dhiana a rinne scrios i bhforaoisí Cheanada.

Léirigh minicíocht agus déine na mórtheagmhas haimsire, chomh maith leis an bpaindéim, gur gá dúinn níos mó a dhéanamh chun tubaistí a fhreagairt. Sin an fáth ar chruthaíomar **rescEU**: cúlchiste coiteann d'acmhainní Eorpacha, lena n-áirítear cabhlach eitleán agus héileacaptar comhraic dóiteáin, eitleáin aslonnaithe leighis, agus stoc-chairn earraí leighis. Fíorlíontán sábhála Eorpach le haghaidh éigeandálaí.

Nuair a thagann tubaiste chun cinn, tá ár nAontas anois níos cumasaí ná riamh chun tacú le muintir na hEorpa — agus leis an gcuid eile den domhan. Ó 2020 i leith, tá comhordú déanta againn ar **232 oibríocht Aerdhroichid Dhaonnúil, oibríochtaí lenar freastalaíodh ar 12 ghéarchéim ar fud an domhain**, an drochstaid dhaonnúil in Gaza le déanaí.






Tá dhá aerárthach *scooper* eile á gcur ag **an tSualainn** le **cabhlach comhraic falscaithe rescEU** de chuid an Aontais, lena n-ardaítear líon iomlán na n-eitleán Sualannach atá réidh le haghaidh oibríochtaí éigeandála, go náisiúnta agus go hidirnáisiúnta araon, go ceithre eitleán.




Scrios an **crith talún** a bhuail **an Chróit** in 2020 Ionad Ospidéal na hOllscoile i Ságrab. Le cabhair ó **chistí an Aontais, tá an t-ospidéal á athchóiriú anois**, rud a fhágann go bhfuil **cúram sláinte níos fearr ar fáil do beagnach leathmhilliún cónaitheoir** i gceantar Shágrab.

## PRÍOMHÉACHTAÍ

Lean Coimisiún von der Leyen de chúnamh a chur ar fáil ar fud an domhain. **Le 4 bliana anuas, gníomhachtaíodh Sásra an Aontais um Chosaint Shibhialta breis agus 400 uair.**

Nuair a bhíothas ag tosú ar na teorainneacha a dhúnadh i dtús phaindéim COVID-19, **d'athdhúichíomar breis agus 100 000 duine** chun na hEorpa sa chaoi gur tugadh Eorpaigh agus a dteaghlaigh ar ais abhaile.




Le linn na paindéime, rinne an Coimisiún comhordú agus cómhaoiniú ar sheachadadh **190 milliún earra trealaimh cosanta leighis agus phearsanta, aerálaithe san áireamh, do thríú tíortha**.

Ó thosaigh an Rúis ar a cogadh foghach i gcoinne na hÚcráine, tá **an oibríocht is mó i stair Shásra an Aontais um Chosaint Shibhialta eagraithe againn, oibríocht a chuir 144 000 tona cabhrach ar fáil**.

Chun freastal ar fhalscaithe diana ar fud na hEorpa, úsáideadh an Sásra chun gurbh fhéidir eitleáin comhraic dóiteáin, héileacaptair agus pearsanra comhraic dóiteáin a imscaradh. Nuair rinne dóiteáin foraoise scrios sa Ghréig, sa Chipir, san Iodáil agus sa Túinéis in 2023, seoladh thart ar **2 000 duine gairmiúil, lena n-áirítear comhraiceoirí dóiteáin, chun dul i ngleic leis an éigeandáil**.






Ó 2019 i leith, tá stoc-chairn leighis **rescEU** curtha ar bun againn ar fud na hEorpa, ina bhfuil trealamh ríthábhachtach amhail aerálaithe, trealamh cosanta pearsanta, cógais, agus trealamh ceimiceach, raideolaíoch, núicléach agus bitheolaíoch.

Tá stoc-chairn dhomhanda cabhrach curtha ar bun ag an gCoimisiún freisin — **an Acmhainneacht Eorpach um Fhreagairt Dhaonnúil**l — atá á n-óstáil i Meiriceá Laidineach, sa Mheánoirthear, san Áise agus san Eoraip. Tá sé d'aidhm ag an Aontas cabhair a chur ar fáil níos tapúla chuig limistéir ghéarchéime leis an Acmhainneacht.






Tá an tAontas fós ar cheann de na deontóirí daonnúla is mó ar domhan. Ó mhí na Nollag 2019 i leith, bhain maoiniú daonnúil an Aontais os cionn **€11 bhilliún** amach. D'fhreastalaíomar ar éigeandálaí daonnúla ar fud an domhain: ón Afganastáin go dtí an tSúdáin, agus i nGaza le déanaí.

# An cúrsa a choinneáil maidir lenár dtosaíochtaí




## *An Comhaontú Glas don Eoraip: straitéis fáis a chosnaíonn an aeráid*

Díreach i dtús ár mandáide, thugamar an Eoraip le chéile thart ar sprioc choiteann: samhail nua fáis a fhorbairt, is é sin an **Comhaontú Glas don Eoraip**, atá bunaithe ar gheilleagar glan ciorclach. Leagamar síos spriocanna dúinn féin i dtreo **a bheith neodrach ó thaobh na haeráide de faoi 2050**. Mar ní féidir nithe a chur i gcrích gan tomhas a dhéanamh orthu. Leis an gcompás sin, chuireamar chun cinn aistriú glan lena gcosnaítear daoine agus an pláinéad, aistriú atá fónta ó thaobh an gheilleagair de agus cothrom ó thaobh na sochaí de.

Is soiléir an fhís atá againn: **ba cheart an Eoraip leanúint de bheith ina príomhcheann scríbe le haghaidh deiseanna infheistíochta lena gcuirfear ar fáil poist chobhsaí ar ardchaighdeán agus éiceachóras tionsclaíoch láidir.**

Chuireamar creat ar bun chun go mbeadh **laghdú 55 % ar a laghad ar astaíochtaí gás ceaptha teasa i gcomparáid le 1990 faoi dheireadh 2229**. Chuireamar dlús le hinfheistíochtaí ar leibhéal an Aontais. Tá **beagnach €400 billiún de chistí an Aontais ó NextGenerationEU agus ón mbeartas comhtháthaithe ag maoiniú tionscadail a bhaineann leis an aeráid**. Leagamar síos creat láidir le haghaidh maoiniú inbhuanaithe agus bhíomar ar an eisitheoir is mó bannaí glasa ar fud ar domhan.

Agus tá sé léirithe againn gur féidir fás eacnamaíoch a dhíchúpláil ó astaíochtaí: **ó 1990 i leith, tá laghdú 32.5 % tagtha ar astaíochtaí gás ceaptha teasa, agus tá fás beagnach 70 % tagtha ar ár ngeilleagar.**

Agus chothaíomar forbairt na dteicneolaíochtaí nuálacha a theastaíonn uainn chun astaíochtaí a laghdú. Leis an n**Gníomh um Thionscal Glan-Nialasachta**, cuirfimid dlús as cuimse le próisis cheadaithe le haghaidh monaraíocht teicneolaíochta glaine agus tacóimid le gnólachtaí Eorpacha an t-aistriú a bhaint amach agus a buntáiste iomaíoch a choinneáil ag an am céanna.









Gar do Köln na Gearmáine, tá Lyondell Basell, a bhfuil **Ciste an Aontais don Nuálaíocht** ag tacú leis, ag forbairt **gléasra athchúrsála dramhaíle plaistí a mbeidh an leictreacha ar an aon fhoinse amháin fuinnimh atá aige**. Laghdóidh an tionscadal ar an gcaoi sin fadhbanna an bhruscair phlaistigh agus an ghanntanais acmhainní, agus beidh sé **neodrach ó thaobh an charbóin de** chomh maith.

Ach ní mór don chuid eile den domhan an leibhéal sin a bhaint amach. Chun aghaidh a thabhairt ar an sceitheadh carbóin, chuireamar an **Sásra Coigeartaithe Carbóin ar Theorainneacha** i bhfeidhm. Cuidíonn sé sin lena chinntiú go laghdaítear astaíochtaí cibé áit ina dtáirgtear iad agus nach mbaintear an bonn de chuspóirí aeráide an Aontais.

Gheallamar ón tús do mhuintir na hEorpa go mbeimis ag obair chun an t-aistriú a dhéanamh cothrom ó thaobh na sochaí de. Chuireamar lenár ngealltanas. Bhunaíomar **an Ciste um Aistriú Cóir agus an Ciste Aeráide Sóisialta,** chun tacú leo siúd atá níos leochailí agus ar deacra dóibh dul in oiriúint.

Tá cuspóirí an Chomhaontaithe Ghlais á mbaint amach againn — tá an Eoraip ar an mbóthar ceart chun a spriocanna aeráide a bhaint amach. Agus táimid ag déanamh deis fáis de dhícharbónú riachtanach ár dtionscal.

Tá bealach uaillmhianach i dtreo na haeráidneodrachta á saothrú ag **Wielkopolska Thoir**, réigiún mianadóireachta ligníte de chuid **na Polainne**. Agus tacaíocht á fháil aige ó **Chiste an Aontais um Aistriú Cóir** agus ón g**Ciste don Nuálaíocht**, d'fhéadfadh an ceantar **na chéad leictrealóirí de chuid na Polainne a thógáil a tháirgfidh hidrigin**. Ó athscilítear na hoibrithe go gníomhach, ní fhágtar aon duine ar deireadh agus sin ag dul i dtreo na haeráidneodrachta.



## PRÍOMHÉACHTAÍ




In 2021, ghlac an tAontas a chéad **Dlí Aeráide Eorpach**, rud a ghrean i gcloch spriocanna na hEorpa **éirí aeráidneodrach faoi 2050**, chomh maith le sprioc **55 % níos lú astaíochtaí faoi 2030**, i gcomparáid le 1990. I mí Feabhra 2024, mhol an Coimisiún idirsprioc bhreise 90 % níos lú astaíochtaí faoi 2040.




Le linn na mandáide seo, chuir an Coimisiún an **Ciste um Aistriú Cóir** i láthair. Agus tacaíocht **€19.7 billiún** á fháil aige, chuidigh sé le ceantair íogaire a ngníomhaíochtaí eacnamaíocha.a éagsúlú agus aghaidh a thabhairt ar thionchar sochaí-eacnamaíoch an aistrithe ghlain.



**Thug an Coimisiún tacaíocht €330 milliún d'fheirmeoirí in 22 Ballstát** chun dul i ngleic le tionchair na dteagmhas aeráide agus le costais ionchuir níos airde. Chomh maith leis sin, thugamar solúbthacht do na Ballstáit tríd an deis a thabhairt dóibh tacaíocht an Aontais a chomhlánú le suas le 200 % le cistí náisiúnta, agus **réamhíocaíochtaí níos airde as cistí an Chomhbheartais Talmhaíochta** a chur ar fáil chun sreabhadh airgid na bhfeirmeoirí a fheabhsú.




Ó 2019 i leith, tá seacht d**Tionscadal Thábhachtacha ar mhaithe le Leas na hEorpa i gcoitinne** (IPCEInna) formheasta againn a bhfuil 22 Ballstát páirteach iontu. Baineann na tionscadail uaillmhianacha sin, le cadhnraí, micrileictreonaic, hidrigin agus néalríomhaireacht le cois nithe eile. **Le státchabhair €32.9 billiún, cuirfear €50.3 billiún ar a laghad ar fáil le haghaidh infheistíochtaí príobháideacha breise.**




Chun úsáid níos fearr a bhaint as **acmhainní ganna agus chun an dramhaíl a laghdú**, ghlacamar bearta chun táirgí a dhéanamh níos inbhuanaithe, bearta a laghdaíonn an 2.2 billiún tona dramhaíola a tháirgeann an tAontas gach bliain.




Tá ár bhfócas láidir ar úsáid níos cliste a bhaint as ábhair ar taispeáint leis an **Bauhaus Eorpach Nua** le tamall. Tá breis agus 600 eagraíocht comhpháirtíochta oifigiúla bainteach leis, ina measc líonraí ar fud an Aontais agus tionscnaimh áitiúla, agus **bíonn tionchar ag an Bauhaus anois ar na milliúin saoránach**.



Le linn an téarma seo, nuashonraigh an Coimisiún **Córas Trádála Astaíochtaí an Aontais (ETS) chun níos mó gníomhaíochtaí a chumhdach**, rud a spreag níos mó earnálacha eacnamaíocha le hathchóirithe i dtreo an aistrithe ghlain a chur chun feidhme. Gintear dá bharr sin níos mó ioncaim, **ioncam a athinfheisteofar sa nuálaíocht, sa ghníomhú ar son na haeráide agus i dtacaíocht shóisialta**, mar shampla **tríd an gCiste don Nuálaíocht, tríd an gCiste don Nuachóiriú, agus tríd an gCiste Aeráide Sóisialta**.




Is mian leis an gCoimisiún a chinntiú go mbeidh **ár dtionscail oiriúnach don ré ghlas**. Thugamar tacaíocht do **mhonarú ceallraí** san Aontas agus d'fhorbairt **hidrigine glaine**. Tá ceanglais leagtha amach againn freisin chun a chinntiú go mbeidh **stáisiúin luchtaithe feithiclí leictreacha ar fáil gach 60 km** sa ghréasán tras-Eorpach iompair. Leis an **Sásra Coigeartaithe Carbóin ar Theorainneacha**, thugamar aghaidh ar sceitheadh carbóin sa chaoi gur cinnte go laghdófar astaíochtaí cibé áit a dtáirgtear iad agus ní amach ón gcósta amháin.




**De thoradh Phlean Gníomhaíochta an Choimisiúin le haghaidh Truailliú Nialasach**, rinneadh tograí le haghaidh caighdeáin nuachóirithe maidir le **cáilíocht an uisce, cáilíocht an aeir, astaíochtaí tionsclaíocha agus ceimiceáin**.




Bhíomar ar thús cadhnaíochta i g**Creat Domhanda Bithéagsúlachta Kunming-Montréal**, a comhaontaíodh ag COP15 maidir leis an éagsúlacht bhitheolaíoch, agus ag **Conradh na Náisiún Aontaithe maidir leis an Mórmhuir**.



Tá tús curtha againn le sraith **idirphléítí faoin aistriú glan leis na príomhearnálacha tionsclaíocha.** Thosaíomar ar idirphléití leis an **earnáil hidrigine, le tionscail dianfhuinnimh agus leis an teicneolaíocht ghlan**. Beidh idirphléití ann faoi amhábhair chriticiúla, soghluaisteacht, bonneagar agus foraoiseacht in 2024.

# Ceannaireacht dhigiteach na hEorpa a fhorbairt

Le blianta beaga anuas, tá níos mó bainte amach ag an Eoraip do shaoránaigh agus do ghnólachtaí sa spás digiteach ná mar a baineadh amach riamh.



© Adobe Stock

Leagamar fís shoiléir amach i dtús na mandáide: **a chinntiú go mbainfidh ár sochaí tairbhe as an teicneolaíocht agus go gcuirfidh an nuálaíocht dlús lenár iomaíochas, agus rioscaí do shaoránaigh a laghdú san am céanna**.

Chomhlíonamar ár mandáid. Ar fud na hEorpa, **tá na billiúin infheistithe againn i leathnú na snáthoptaice agus 5G**. Tá réigiúin tuaithe nasctha againn agus chuireamar scileanna ar fáil do na céadta míle oibrithe le haghaidh na todhchaí digití. Sholáthraíomar **fís den spás digiteach a bhí dírithe ar an duine agus chomhdhlúthaíomar ár gceannaireacht theicneolaíoch**.

In 2019, ní raibh ní ríomhairí Eorpacha a bhí in aon cheann de na hocht sár-ríomhaire is fearr. Sa lá atá inniu ann, **tá ceithre cinn de na ríomhairí is cumhachtaí ar domhan suite san Aontas Eorpach** — san Fhionlainn, san Iodáil, sa Spáinn agus sa Ghearmáin.

Tá **LUMI** ar cheann dár **sár-ríomhairí den chéad scoth**. Ciallaíonn sé ‘sneachta’ san Fhionlainnis, agus a bhuí lena suíomh i d**Tuaisceart na Fionlainne**, tá níos lú fuinnimh ag teastáil chun í a fhuarú. Úsáideann LUMI **hidreachumhacht amháin**, agus úsáidtear a chuid teasa dramhaíola **chun na céadta teaghlach sa cheantar a théamh**.


©CSC

San am céanna, tá an Eoraip anois ar an ceannródaí domhanda is mó i leith chearta na saoránach ar líne. Leis an n**Gníomh um Sheirbhísí Digiteacha**, leagamar amach na bunphrionsabail le haghaidh gach cuideachta digití san Eoraip, chomh maith le cearta soiléire d’úsáideoirí. Shainíomar na freagrachtaí speisialta atá ar ardáin mhóra idirlín maidir leis an ábhar a chuireann siad chun cinn agus a scaipeann siad — chun cabhrú le dul i ngleic leis an bhfuathchaint agus leis an mbréagaisnéis, mar shampla, agus chun mionaoisigh a chosaint. Agus leis an **Ionstraim um Margaí Digiteacha**, táimid á chinntiú go bhfeidhmeoidh mórchuideachtaí digiteacha de réir rialacha cothroma agus go gcuirfidh siad trédhearcacht agus deimhneacht dhlíthiúil ar fáil do ghnólachtaí an Aontais.

Is amhlaidh atá i gcás na hIntleachta Saorga chomh maith. Ina theannta sin, a bhuí leis an n**Gníomh um an Intleacht Shaorga,** atá fabhrach don nuálaíocht , tá an Eoraip ar an aon mhór-roinn amháin ina bhfuil rialachán tiomnaithe i bhfeidhm maidir leis an intleacht shaorga, rialachán atá dírithe ar úsáidí ardriosca. Tá níos mó i gceist leis an ngníomh céanna ná rialacha — **is túsphointe é an Gníomh um an Intleacht Shaorga, lena dtabharfar deis do chuideachtaí Eorpacha a bheith ar thús cadhnaíochta i dtaobh intleacht shaorga iontaofa a fhorbairt de**.

Tá a fhios againn gur féidir leis an intleacht shaorga borradh ollmhór a chur faoi tháirgiúlacht ár gcuideachtaí. Dá bhrí sin, táimid ag cabhrú leo an intleacht shaorga a chomhtháthú ina bpróisis ghnó. Mar shampla, **táimid ag tabhairt rochtain do ghnólachtaí nuathionscanta agus FBManna ar ár sár-ríomhairí den chéad scoth**, ionas gur féidir leo samhlacha móra intleachta saorga a fhorbairt, a oiliúint agus a thástáil.




Tá **Nines**, **Spáinneach** a bhfuil cónaí uirthi in Vigo in éineacht a fir céile agus a triúir clainne, ag dul faoi chóireáil le haghaidh ailse mheiteastatach chíche. Roghnaíodh í chun páirt a ghlacadh i d**tionscadal DIPCAN** — staidéar ailse atá á mhaoiniú faoi **NextGenerationEU**, a mbeidh 2 000 othar i gceist leis. Comhtháthaíonn sé **sonraí sláinte othair** agus leis an **Intleacht Shaorga** chun an chóireáil is fearr agus is éifeachtúla a shainaithint do gach duine ar leith. Tá Nines ag fáil cóir leighis phearsantaithe agus tá dóchas ag a dochtúirí, a bhuí leis na cóireálacha níos éifeachtúla ar féidir iad a dhéanamh le diagnóis DIPCAN, go bhféadfadh méadú teacht ar a hionchas saoil. **Teachtaireacht Nines: 'Tuilleadh taighde, tuilleadh saoil'.**

San am céanna, tá bealach slán forbartha againn chun **leas a bhaint as acmhainneacht eacnamaíoch na sonraí**. Leis an n**Gníomh um Shonraí**, dreasóimid na daoine a ghineann na sonraí lena gcomhroinnt sa chaoi go mbeidh ár néalmhargaí níos iomaíche — rud a chuirfidh na deicheanna billiún euro lenár n-olltáirgeacht intíre faoi 2028.

**Tá dea-thoradh ag teacht ar dheacáid dhigiteach na hEorpa.**

## PRÍOMHÉACHTAÍ



Le linn an téarma seo, tá níos mó infheistíochta curtha ag an Eoraip san earnáil dhigiteach ná mar a cuireadh riamh roimhe. Sa lá atá inniu ann, **tá rochtain ag ochtar as gach deichniúr Eorpach ar an líonra 5G**. Tá thart ar 56 % de theaghlaigh uile an Aontais nasctha le cáblaí snáthoptaice.




Óna chéad lá in oifig, tá leas á bhaint ag Coimisiún von der Leyen as poitéinseal na dteicneolaíochtaí atá ag teacht chun cinn, agus tá saoránaigh á gcosaint aige san am céanna. Leis an n**Gníomh um an Intleacht Shaorga**, tá an tAontas **ar an gcéad dlínse ar domhan a chinntigh go mbeadh an intleacht shaorga sábháilte agus dírithe ar an duine i gcónaí**. Tá sprioc uaillmhianach leagtha síos ag an gCoimisiún seo maidir le níos mó ná €1 bhilliún a infheistiú in aghaidh na bliana i dtaighde agus nuálaíocht i leith intleacht shaorga. **In 2022, chuireamar €3 bhilliún ar fáil le haghaidh taighde agus forbairt i leith intleacht shaorga**.




Leis an n**Gníomh um Rialachas Sonraí**, atá ar bun ó bhí mhí Mheán Fómhair 2023 ann, tá ceanglais leagtha síos chun an mhuinín atá ag daoine as idirghabhálaithe sonraí a mhéadú agus sásraí comhroinnte sonraí a mhéadú.




Sa **Ghníomh um Sheirbhísí Digiteacha** tá **caighdeán nua** leagtha amach **maidir le cuntasacht na n-ardán ar líne**. Faoin nGníomh sin, tá Ardáin ar Líne An-mhór nó Innill Chuardaigh An-mhór a shroicheann níos mó ná 45 mhilliún úsáideoir in aghaidh na míosa faoi réir rialacha níos déine. Go dtí seo, **ainmníodh 22 sheirbhís mar Ardáin An-mhór ar Líne nó Innill Chuardaigh An-mhór**.




Leis an **Ionstraim um Margaí Digiteacha**, tá cloch mhíle dhomhanda leagtha síos ag an Aontas chun **cumhacht eacnamaíoch na 'ngeatóirí' digiteacha, atá ar na cuideachtaí digiteacha domhanda is mó, a rialáil**. I mí Mheán Fómhair 2023, d'ainmnigh an Coimisiún sé gheatóir faoin nGníomh — Alphabet, Amazon, Apple, ByteDance, Meta agus Microsoft — 22 chroísheirbhís ardáin san iomlán.




Chun céannacht dhigiteach shábháilte shlán a thabhairt do mhuintir na hEorpa, tá **Tiachóg nua na Céannachta Digití** molta ag an gCoimisiún seo. Ó dheireadh 2026 ar aghaidh, cuirfidh an Tiachóg ar chumas shaoránaigh an Aontais **céannacht dhigiteach shlán a bheith acu lena gcosnófar sonraí pearsanta**.




Chun cur lenár n-athléimneacht i gcás cibearbhagairtí, tá **Treoir NIS2** tugtha isteach ag an gCoimisiún, Treoir lena leathnaítear rialacha cibearshlándála chun earnálacha nua a chumhdach, amhail soláthraithe teileachumarsáide, seirbhísí poist, riarachán poiblí agus cúram sláinte.




Thug an Coimisiún **Gníomh um Chibear-Athléimneacht** isteach freisin, Gníomh ina leagtar amach ceanglais chibearshlándála le haghaidh gach táirge crua-earraí agus bogearraí ar an margadh Eorpach, ó mhonatóirí leanaí agus cluichí ríomhaireachta go ballaí dóiteáin agus ródairí.







Le **Gníomh Cibear-Dlúthpháirtíochta an Aontais**, moltar bearta chun borradh a chur faoin gcibear-ullmhacht le haghaidh eintitis chriticiúla agus chun cumas bainistithe géarchéime agus freagartha a threisiú.

Chun Eorpaigh a ullmhú don aistriú digiteach, tá tionscnaimh curtha i bhfeidhm ag an gCoimisiún chun tacú leis an méadú ar líon na gcéimithe TFC, agus le saoránaigh agus iad ag iarraidh scileanna digiteacha nua a fháil, lena n-áirítear an t**Acadamh Scileanna Cibearshlándála** agus an t**Ardán um Scileanna Digiteacha agus Poist Dhigiteacha**.




Faoin g**Clár Beartais don Deacáid Digiteach**, leanann an Coimisiún de bheith ag rianú fheidhmíocht na hEorpa i gceithre réimse: an méid teicneolaíochtaí nua ar nós intleacht shaorga agus teicneolaíochtaí sonraí agus néalteicneolaíochtaí; a ghlac gnólachtaí; agus seirbhísí poiblí agus riaracháin a chur ar fáil ar líne. Tá **spriocanna nithiúla** leagtha síos leis an gClár **atá le baint amach faoi 2030, go háirithe an sprioc a chinntiú go mbeidh bunscileanna digiteacha ag 80 % de na hEorpaigh idir 16 agus 74 bliana d’aois**.

# *Cur chuige praiticiúil chun iomaíochas tionsclaíoch na hEorpa a chothú*

Tá tionscal na hEorpa i gcroílár ár misin go mbeidh rath ar ár muintir. Agus ár n-uaillmhian a chomhlíonadh ní mór dúinn geilleagar glan a thógáil. Chun cabhrú lenár dtionscal leanúint de bheith iomaíoch ar fud an domhain le linn an aistrithe, **d’fhorbraíomar cur chuige mear chun tacú le príomhearnálacha, ó shliseanna agus teicneolaíocht ghlan, ó cheallraí go gaoth**. Tugann sin infheistíocht, scileanna, saoráidí rialála cliste agus comhar le comhpháirtithe le chéile.

Rinneamar tástáil ar an gcur chuige sin leis an n**Gníomh Eorpach um Shliseanna**, chun borradh a chur faoi mhonarú sliseanna agus tacú le méadú agus nuálaíocht ar fud an tslabhra luacha. Agus d’éirigh leis sin. **Tá breis agus €100 billiún d’infheistíocht bheartaithe ginte cheana féin leis an nGníomh Eorpach um Shliseanna** ar feadh an tslabhra luacha. Agus tá poist mhaithe á gcruthú leis ar fud na hEorpa, ó Magdeburg go Catania, ó Bhaile Átha Cliath go Dresden, ó Wrocław go Grenoble.

D’éirigh an t-aistriú leis **an tSacsain**, réigiún in Oirthear na Gearmáine, agus tá sí anois ar cheann de na moil teicneolaíochta is tábhachtaí san Eoraip, dírithe go háirithe ar an leictreonaic. Bhí ról lárnach ag **maoiniú ón Aontas** sa mhéid sin agus chabhraigh sé infheistíochtaí breise a mhealladh. An tionscadal is suntasaí is ea an infheistíocht **€5 bhilliún** ó Infineon i saoráid nua táirgthe sliseanna, agus ba cheart go gcruthófaí thart ar 1 000 post nua ardscileanna leis. Tá Infineon ag súil le **€1 bhilliún** ó mhaoiniú poiblí.



Tá an cur chuige céanna á chur i bhfeidhm againn chun a chinntiú gur san Eoraip a bheidh todhchaí ár dtionscal teicneolaíochta glaine. Cuideoidh ár n**Gníomh um Thionscal Glan-Nialasachta** leis an Aontas cumas láidir monaraíochta intíre a fhorbairt. Faoi 2030, ba cheart 40 % ar a laghad dár n-éileamh ar theicneolaíochtaí glan-nialasachta a chumhdach le hacmhainneacht mhonaraíochta na hEorpa. Is féidir lenár dtionscadail straitéiseacha agus ár ngleannta, lena gceadaítear athchóirithe agus rialacha soláthair agus ceantála spriocdhírithe, cabhrú leis an Aontas **éirí ina cheannródaí domhanda san aistriú chuig fuinneamh glan agus poist ghlasa ardcháilíochta a chruthú sa bhaile**.

Mar an gcéanna, d’fhorbraíomar an **Gníomh um Amhábhair Chriticiúla** chun rochtain a chinntiú dár gcuideachtaí ar ábhair riachtanacha, ábhair atá ríthábhachtach d’iomaíochas agus do shlándáil eacnamaíoch na hEorpa. Sa lá atá inniu ann, is ón tSín a fhaigheann an Eoraip an chuid is mó dá tearc-chréanna agus d’amhábhair chriticiúla eile. D’fhéadfadh teannas geopholaitiúil nó imeachtaí amhail an phaindéim fadhbanna táirgthe tromchúiseacha iartheachtacha a spreagadh tráth ar bith san Eoraip. Sin an fáth ar fhorbraíomar an prionsabal nua ‘dí-rioscú seachas díchúpláil’ i leith na Síne, prionsabal a bhfuil glactha leis anois ag Ballstáit an Aontais agus ag comhpháirtithe G7. Tá tionscadail nua á bhforbairt againn san Eoraip, ach tá comhpháirtíochtaí straitéiseacha tairbhiúla á bhforbairt againn freisin le tíortha amhail an Astráil, an tSile agus Ceanada, chun amhábhair chriticiúla a fháil agus a phróiseáil agus chun slabhraí soláthair cuideachtaí Eorpacha a éagsúlú.

Agus chun dul in oiriúint do chúinsí geopholaitiúla, d’fhorbraíomar **an chéad Straitéis Slándála Eacnamaíche dá raibh againn riamh**, ina bhfuil céimeanna nithiúla chun ár n-athléimneacht a mhéadú agus ár ngeilleagar a chur as baol. Sa chás sin chomh maith, is pragmatach an cur chuige atá againn: acmhainneachtaí dílse na hEorpa a chur chun cinn i bpríomhearnálacha, cosaint ar spleáchas agus comhpháitíochtaí chun comhleasanna a chur chun cinn. **Tá an Eoraip ag éirí níos láidre agus níos sábháilte dá bharr sin.**

## PRÍOMHÉACHTAÍ




**Spreag an Coimisiún infheistíocht, nuálaíocht agus cruthaitheacht** sa gheilleagar. Le tacaíocht ónár gclár InvestEU, tá sé d'aidhm againn breis agus **€372 bhilliún d'infheistíocht phríobháideach agus phoiblí a shlógadh inár dtosaíochtaí glasa, digiteacha agus sóisialta**. Go dtí seo, **tá 175 thionscadal formheasta agus ag InvestEU agus tacaíocht tugtha uaidh dóibh**.




I mí Feabhra 2024, tháinig na comhreachtóirí ar chomhaontú maidir leis **an athchóiriú is cuimsithí ar na rialacha rialachais eacnamaíoch** ó bhí an ghéarchéim airgeadais ann. Cuideoidh na rialacha nua **an t-airgeadas poiblí a thabhairt ar ais ar an mbóthar ceart** agus **spás leordhóthanach a chur ar fáil le haghaidh infheistíochta**.




I gcomhréir le Plean Tionsclaíoch an Chomhaontaithe Ghlais, ghlac an Coimisiún **Creat Sealadach Géarchéime agus Aistrithe maidir le Bearta Státchabhrach**, lena bhformheasadh beagnach **€13 bhilliún** i mbearta Státchabhrach chun **dlús a chur le maoiniú le haghaidh táirgeadh teicneolaíochta glaine**.




I mí an Mheithimh 2023, chuir an Coimisiún agus an tArdionadaí i láthair **an chéad straitéis Eorpach um an tslándáil eacnamaíoch dá raibh againn riamh**. Tá an Straitéis dírithe ar **cheithre chatagóir riosca**, rioscaí a bhaineann le hathléimneach slabhraí soláthair, le slándáil fhisiceach an bhonneagair chriticiúil, le slándáil na teicneolaíochta agus le sceitheadh teicneolaíochta; agus rioscaí go ndéanfaí spleáchas eacnamaíoch a úsáid mar arm agus go ndéanfaí comhéigean eacnamaíoch. I mí Dheireadh Fómhair 2023, shainaithin an Coimisiún **ceithre réimse ríthábhachtacha a bhaineann leis an tslándáil eacnamaíoch**: **ardteicneolaíochtaí leathsheoltóra, teicneolaíochtaí intleachta saorga, teicneolaíochtaí candamacha, agus biteicneolaíochtaíceithre**.




Le linn na mandáide seo, thug an Coimisiún an **Tacsanomaíocht AE** isteach, tacsanomaíocht ina dtugtar sainmhíniú coiteann ar ghníomhaíochtaí eacnamaíocha atá inbhuanaithe ó thaobh an chomhshaoil de. Ó 2021 i leith, tá thart ar dhá thrian d'astaíochtaí gás ceaptha teasa san Eoraip cumhdaithe ag Tacsanomaíocht an Aontais. Ar an meán, tá **thart ar 20 % de chaiteachas caipitil de chuid cuideachtaí móra liostaithe de chuid an Aontais ailínithe le tacsanomaíocht**.




Leag an Coimisiún creat dlíthiúil síos freisin le haghaidh **Caighdeán Bannaí Glasa**. Beidh na cistí a tiomsaíodh leis an gcineál sin banna **iomlán ailínithe le hardchaighdeáin chomhshaoil Thacsanomaíocht an Aontais**.




Bhí an Coimisiún ar thús cadhnaíochta ar fud an domhain maidir le rialacha a leagan síos le haghaidh criptea-shócmhainní a bhí neamhrialáilte roimhe sin. Leis an **Rialachán maidir le Margaí Criptea-Shócmhainní** tugtar criptea-shócmhainní agus a soláthraithe seirbhíse faoi rialú agus faoi mhaoirseacht.




Le linn na mandáide seo, thug an Coimisiún isteach an **Gníomh um Athléimneacht Dhigiteach Oibríochtúil**, a bhfuil sé beartaithe go gcuirfí feabhas leis ar chibearshlándáil earnáil airgeadais na hEorpa.




Mhol an Coimisiún rialacha nua maidir le h**íocaíochtaí meandracha in euro**, agus glacadh iad i mí Feabhra 2024. Leagamar amach freisin prionsabail le haghaidh **euro digiteach** amach anseo.




Bhí an tAontas ar cheann de **na chéad dlínsí ar domhan** a chuir chun feidhme an comhaontú cánach nach bhfacthas a leithéid riamh roimhe agus inar leagadh amach ECFE. Chuir an Coimisiún Treoir chun tosaigh lena leagadh síos **íosráta cánach éifeachtach 15 % le haghaidh cuideachtaí ilnáisiúnta atá gníomhach i mBallstáit an Aontais**. Tá sé i bhfeidhm ó bhí mí Eanáir 2024 ann.




Tá príomhthionscnaimh molta ag an gCoimisiún chun costais chomhlíonta cánach a laghdú, lena n-áirítear **'Gnó san Eoraip: Creat le haghaidh Cánachas Ioncaim' [Business in Europe: Framework for Income Taxation] (BEFIT)**. Tabharfaidh BEFIT sraith aonair rialacha isteach chun bonn cánach grúpaí cuideachtaí a chinneadh. Laghdóidh sin na costais chomhlíonta do ghnólachtaí a oibríonn i níos mó ná Ballstát amháin.




Chuir Coimisiún von der Leyen i láthair tograí le haghaidh athchóiriú Aontas Custaim an Aontais Eorpaigh, **an t-athchóiriú is uaillmhianaí agus is uileghabhálaí ó bunaíodh an tAontas Custaim in 1968**. Déanfaidh ár n-athchóiriú **na ceanglais tuairiscithe custaim do thrádálaithe a shimpliú**.

# Geilleagar sóisialta margaidh comhbhách

Tá iomaíochas ár ngeilleagair shóisialta margaidh bunaithe ar ár gcaipiteal daonna — ar scileanna agus ar dhea-bhail ár n-oibrithe. Ó thús na mandáide i leith, tá sin i gcroílár ár ngníomhaíochta.

Bhunaíomar an **Comhshocrú um Scileanna**, chun an oiliúint a theastaíonn ó oibrithe chun freastal ar riachtanais gnólachtaí a thabhairt dóibh, agus thacaíomar leis le **€65 bhilliún d'infheistíochtaí i scileanna ó bhuiséad an Aontais agus ó NextGenerationEU**. Tá sé sin ríthábhachtach dár muintir agus dár gcuideachtaí, ós rud é go ndeir dhá thrian de FBManna san Eoraip nach féidir leo teacht ar an tallann atá de dhíth orthu.

Tá **Nikola** ag obair le breis agus 12 bhliain in ionad mianadóireachta guail Maritsa Iztok **sa Bhulgáir**, ceann de na hionaid is mó dá leithéid in Oirdheisceart na hEorpa. Chinn sé **scileanna nua a fháil le haghaidh na todhchaí**. Mar chuid den **Bhliain Eorpach um Scileanna**, tá sé páirteach sa tionscadal **RES-SKILL**, atá ag athoiliúint oibrithe guail le haghaidh **earnáil an fhuinnimh in-athnuaite**. Leis na cáilíochtaí nua, beidh sé réidh don gheilleagar glan nua-aimseartha.


© Vihren Georgiev, 2023


© Adobe Stock

Ach tá ár n-iomaíochas bunaithe freisin ar dhálaí oibre a chuireann ar chumas ár n-oibrithe dul chun cinn a dhéanamh agus díriú ar a bpost. Thug Coimisiún von der Leyen gealltanas ar chuir sé leis: tá creat AE anois againn chun **leordhóthanacht an phá íosta a fheabhsú**. Ba cheart oibrithe pá a thuilleamh a fhágann gur féidir leo maireachtáil go cuibhiúil cibé áit ina n-oibríonn siad.

De réir mar a thagann bealaí nua oibre chun cinn, tagann dúshláin leo, mar shampla maidir le rochtain ar chearta saothair agus cosaint shóisialta. Sin é an fáth ar mholamar rialacha chun feabhas a chur ar na dálaí oibre in obair na n-ardán — mar a gheallamar i dtús mhandáid an Choimisiúin seo. In 2021, bhí os cionn 500 ardán digiteach gníomhach san Aontas agus bhí siad ag tairiscint oibre do bhreis agus 28 milliún duine — tá an chuid is mó acu féinfhostaithe ach is fostaithe iad daoine eile dáiríre.

Chomh maith leis sin, leagamar amach rialacha maidir le **trédhearcacht phá**, chun an bunphrionsabal a chomhlíonadh **go bhfuil pá comhionann tuillte ar son obair chomhionann**, cibé acu bean nó fear thú. Agus thugamar **Ráthaíocht do Leanaí** isteach, ionas gur féidir le teaghlaigh atá i ngátar íoc as cúram leanaí, agus go mbeidh máithreacha agus aithreacha in ann obair a dhéanamh agus cúram clainne orthu. Tá an iomláine thallann na hEorpa de dhíth go mór ar an Eoraip.

D'éirigh linn sprioc fhadtéarmach a bhrú thar an líne freisin: **tuilleadh ban a thabhairt isteach i seomraí boird corparáideacha na hEorpa**. Le glacadh na Treorach maidir le 'Mná ar Bhoird', a bhí gan dul chun cinn a dhéanamh le deich mbliana anuas, tá **sprioc i bhfeidhm anois ag an Aontas seo againne gur mná iad 40 % de stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin i gcuideachtaí liostaithe**. Is dea-scéal é seo do na mná, mar go bhfuil an tsíleáil ghloine briste. Agus is dea-scéala é dár ngeilleagar, ós rud é go n-éiríonn níos fearr le cuideachtaí a ghlacann leis an éagsúlacht.




Le linn na mandáide seo, chuir an Coimisiún tionscnaimh nua i láthair in aghaidh an chiníochais agus an fhrithsheimíteachais, ach i gcás daoine LGBTIQ, daoine faoi mhíchumas, agus Romach chomh maith. D'oibríomar le haghaidh Aontas níos fearr, inar féidir le ratha bheith ar mhuintir na hEorpa beag beann ar dhath, creideamh, aois, inscne agus gnéaschlaonadh.



Sprioc **40 % de stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin** i gcuideachtaí liostaithe a bheith ina **mná**

## PRÍOMHÉACHTAÍ



Leag an Coimisiún amach Plean Gníomhaíochta chun borradh a chur faoi **Cholún Eorpach na gCeart Sóisialta**. Tá spriocanna soiléire leagtha amach sa Phlean atá le baint amach ag an Aontas faoi 2030: **78 % fostaíochta a bhaint amach, a chinntiú go mbeidh 60 % de na daoine fásta páirteach in oiliúint bhliantúil** agus **líon na ndaoine a laghdú atá i mbaol na bochtaineachta nó an eisiaimh shóisialta (laghdú 15 mhilliún ar a laghad)**.



I ndeireadh mhí Eanáir 2024, bhí an tUachtarán von der Leyen ina comh-óstach ar **Chruinniú Mullaigh na gComhpháirtithe Sóisialta in Val Duchesse**, inar tháinig institiúidí an Aontais agus comhpháirtithe sóisialta le chéile chun an t-idirphlé sóisialta a neartú.



Chun a chinntiú go mbeidh rathúnas agus dea-bhail san Aontas, tá sé ríthábhachtach aghaidh a thabhairt ar na dúshláin a eascraíonn as an aistriú déimeagrafach. Chuir an Coimisiún an Bosca **Uirlisí Déimeagrafaíochta** i láthair. Tá na huirlisí déimeagrafaíochta bunaithe ar cheithre cholún: (i) cuidiú le tuismitheoirí teacht ar chomhréiteach níos fearr idir aidhmeanna teaghlaigh agus obair ar phá, (ii) tacú leis na glúine óga agus iad a chumhachtú, (iii) glúine níos sine a chumhachtú agus a leas a chothú, agus (iv) aghaidh a thabhairt ar ghanntanais lucht saothair trí imirce dhleathach bhainistithe i gcás inar gá.

## Spriocanna sóisialta an Aontais faoi 2030



Ba cheart ar a laghad **78 %** den daonra idir 20 agus 64 bliana d'aois a bheith i bh**fostaíocht** faoi 2030

2021 → 2030



Ba cheart ar a laghad **60 %** de dhaoine fásta **a bheith páirteach in oiliúint** gach bliain faoi 2030

2021 → 2030



Ar a laghad **15 mhilliún** duine níos lú **i mbaol na bochtaineachta nó an eisiaimh shóisialta** faoi 2030

# Geilleagar a oireann do na daoine

## AN STAID **EACNAMAÍOCH**

**Is suntasach athléimneacht gheilleagar an Aontais ar fad** d'ainneoin suaití eacnamaíocha a tháinig i ndiaidh a chéile le blianta beaga anuas.

### Téarnamh eacnamaíoch láidir

Sa tréimhse 2021-2023 (*) tháinig téarnamh **10 %** ar gheilleagar an Aontais i gcomparáid le leibhéal 2020.

### Fairsingiú

Thacaigh **margadh láidir saothair** leis an bhfairsingiú sin, agus rátaí dífhostaíochta níos ísle ná riamh agus méadú ag teacht ar an bhfostaíocht.

### Dífhostaíocht

An ráta iomlán dífhostaíochta san Aontas, ar a bhfuil coigeartú de réir séasúir déanta




Foinse: Eurostat.

## **NEXTGENERATIONEU**

Is mó atá i gceist le NextGenerationEU ná freagairt éasca ar na dúshláin a bhaineann le paindéim COVID-19: **is deis gan fasach é geilleagar a thógáil a oireann do gach saoránach agus gach gnólacht san Aontas**.

### Infheistíocht

Iinfheistíocht choiteann Eorpach **os cionn €800 billiún** chun an Eoraip a dhéanamh níos sláintiúla, níos glaise agus níos digití.

### An tSaoráid Téarnaimh agus Athléimneachta




### Eisíocaíocht

Ar an iomlán, tá beagnach **€225 billiún** eisíoctha cheana féin, lena n-áirítear **€67 bhilliún** réamh-mhaoiniúcháin.

### OTI

D'fhéadfadh an infheistíocht a mhaoinítear le NextGenerationEU amháin borradh thart ar **1.4 %** a chur faoi OTI an Aontais in 2026 (**).

(*) Áirítear leis sin réamhshonraí le haghaidh 2023.
(**) Ní áirítear leis sin tionchar suntasach feabhsaithe fáis na n-athchóirithe i bpleananna téarnaimh.

## INFHEISTÍOCHT A DHÉANAMH I SCILEANNA

### An Bhliain Eorpach um Scileanna

Leis an gClár Oibre Eorpach um Scileanna tá an tAontas Eorpach ag infheistiú go mór san **fhoghlaim ar feadh an tsaoil** chun scileanna daoine a chur in oiriúint don mhargadh saothair atá ag síorathrú.

I gcás os cionn **2 000 ceann d'imeachtaí** agus cruinnithe cuireadh scileanna i lár an aonaigh le linn Bhliain Eorpach na Scileanna.

### Cistí

Tá thart ar **€65 bhilliún** á infheistiú ag an Aontas i gcláir scileanna, tríd an tSaoráid Téarnaimh agus Athléimneachta agus trí Chiste Sóisialta na hEorpa Plus den chuid is mó.

### An Comhshocrú um Scileanna

In 2022 bhain **2 mhilliún** duine tairbhe as gníomhaíochtaí uas-scilithe agus athscilithe faoin gComhshocrú do Scileanna.

Rinneadh **15 500** clár oiliúna a thabhairt cothrom le dáta nó a fhorbairt faoin gComhshocrú in 2022.




## AN MARGADH AONAIR

Le 30 bliain anuas, thógamar margadh aonair cumhachtach, **an margadh is mó ar domhan**, a bhfuil gné láidir shóisialta ag baint leis.

### OTI

Is é atá i gceist



**15 %** d'OTI an domhain

Meastar gur chuir sé méadú **9 %** le OTI an Aontais ó cruthaíodh é 30 bliain ó shin.

### Méid

Sa mhargadh tá

**440 milliún** saoránach

**23 milliún** gnólacht





Chun cabhrú leis an gcéad ghlúin eile de mhuintir na hEorpa a bheith rathúil, chuir an Coimisiún Moladh i láthair lena mbunaítear **Ráthaíocht Eorpach do Leanaí**, lena gcinntítear go mbeidh rochtain ag gach leanbh atá i mbaol bochtaineachta ar na cearta is bunúsaí agus lena gcabhraítear san am céanna le tuismitheoirí gan an fhadhb a bheith acu gur gá rogha a dhéanamh idir obair agus teaghlach.

A bhuí le **maoiniú ón Aontas**, tá **saoráid cúraim leanaí** i limistéar tionsclaíoch Agios Athanasios sa Chipir lenar féidir le tuismitheoirí óga, mná go háirithe, a bheith **ag obair agus riar dá dteaghlach** agus **aire á dtabhairt dá gclann** i gcóir an limistéir oibre.


© Adobe Stock


© Adobe Stock

Ina theannta sin, sheol an Coimisiún an clár **Tacaíocht Fostaíochta don Aos Óg**, arb é is aidhm dó **nasc a chruthú le poist don chéad ghlúin eile**. Tá an **Ráthaíocht don Aos Óg atreisithe** i gcroílár an tionscnaimh seo. Cinntítear leis an Ráthaíocht don Aos Óg **go dtairgtear post, oideachas leanúnach, tréimhse oiliúna, nó printíseacht do dhaoine óga faoi bhun 30 bliain d'aois** laistigh de 4 mhí tar éis dóibh a bpost a chailleadh nó an t-oideachas a fhágáil.

Ó mhí na Samhna 2022 i leith, tá rialacha nua tugtha isteach againn chun **feabhas a chur ar leordhóthanacht an phá íosta i dtíortha ina bhfuil pá íosta reachtúil**, lena mbunaítear critéir shoiléire maidir le socrú pá agus nuashonruithe. Leis na rialacha **cuirtear chun cinn cómhargáil bhreise** agus monatóireacht agus forfheidhmiú níos fearr.


© Adobe Stock

Tá rialacha ceannródaíocha maidir le **trédhearcacht pá** tugtha isteach ag an gCoimisiún freisin, rud a chuideoidh **an bhearna phá idir na hinscní a dhúnadh**. Cuideoidh na rialacha **prionsabal an phá chomhionainn idir mná agus fir** a fhorfheidhmiú, agus cuirfidh siad **feabhas ar an rochtain ar cheartas do dhaoine bhfuil idirdhealú pá déanta ina n-aghaidh**.

Le linn na mandáide seo, tháinig na comhreachtóirí ar chomhaontú freisin maidir le rialacha nua **lena ndéanfar coir d'fhoréigean fisiceach, chomh maith le foréigean síceolaíoch, eacnamaíoch agus gnéasach in aghaidh na mban ar fud an Aontais**.

D'fhonn an tsláinte agus an tsábháilteacht ag an obair a fheabhsú, leag an Coimisiún amach **creat straitéiseach an Aontais do 2021-2027 maidir le sláinte agus sábháilteacht ag an obair**.

Chuireamar roinnt tograí i láthair chun na rioscaí a laghdú a bhaineann le hoibrithe mar gheall ar theagmháil le substaintí contúirteacha, lena n-áirítear aispeist, luaidhe, dé-isicianáití, agus **carcanaiginí, só-ghineacha agus substaintí eile atá tocsaineach i leith atáirgeadh**.

**Tháinig 37 dteaghlach ar ais in áras** le linn 2021-2023 in Košice, tar éis dóibh easpa dídine ainsealach a fhulaingt, a bhuí le **'Plean an Easpa Dídine a Chomhrac' de chuid Košice agus na Slóvaice**. Le tacaíocht **as Ciste Sóisialta na hEorpa**, chabhraigh eagraíochtaí neamhrialtasacha áitiúla, faoi stiúir na Fondúireachta DEDO, leis na teaghlaigh tithíocht a aimsiú agus a choinneáil.


© Nadácia DEDO, 2021



Tá cur chuige **cuimsitheach nua i leith na meabhairshláinte** molta ag an gCoimisiún freisin. Tá an plean dírithe ar na daoine is leochailí, amhail leanaí, daoine óga agus daoine scothaosta, agus áirítear ann **20 tionscnamh suaitheanta agus maoiniú €1.23 billiún** le haghaidh oideachais agus múscailt feasachta.

Tá an an bealach réitithe ag an gCoimisiún sa chaoi gur **Aontas Comhionannais** a bheidh san Aontas Eorpach. Mar aon le straitéis maidir le comhionannas inscne, chuireamar ar bun an chéad **phlean gníomhaíochta a bhí riamh ann maidir le frithchiníochas** agus an chéad **straitéis de chuid an Aontais a bhí riamh ann i gcoinne an fhrithsheimíteachais** agus chun **saol na nGiúdach a chothú**. Ghlac an Coimisiún an chéad **straitéis LGBTIQ** a bhí riamh ann freisin. I mí Dheireadh Fómhair 2020, neartaíomar creat chun tacú leis na **Romaigh** san Aontas Eorpach.






I mí an Mhárta 2021, ghlacamar **Straitéis 2021-2030 maidir le cearta daoine faoi mhíchumas**. Tá na comhreachtóirí tagtha ar chomhaontú cheana féin glacadh leis an togra ón gCoimisiún le haghaidh **Cárta Míchumais Eorpach** agus **Cárta Páirceála Eorpach do dhaoine faoi mhíchumas**.

# *Dul i ngleic leis an imirce neamhrialta*

Is mór-roinn í an Eoraip ar mhúnlaigh go leor pobal a stair. Seasfaimid i gcónaí lenár n-oibleagáidí sábháilteacht a chur ar fáil do dhaoine a bhfuil cosaint idirnáisiúnta á lorg acu, agus is cúis mhórtais dúinn bealaí dleathacha imirce a chur ar fáil a rachaidh chun tairbhe do shochaithe agus do gheilleagair na hEorpa freisin. Mar sin féin, le linn géarchéimeanna roimhe seo nuair a tháinig líon dídeanaithe agus imirceach neamhrialta níos mó ná mar a tháinig riamh roimhe isteach san Aontas, ba léir nach raibh na huirlisí cearta ag an Eoraip chun dul i ngleic leis an mbrú.

Dá bhrí sin, i dtús mhandáid an Choimisiúin seo, gheallamar go mbunófaí **comhchóras chun bainistiú níos fearr a dhéanamh ar an imirce san Aontas**. Sin an fáth ar chuireamar i láthair **Comhshocrú nua maidir le hImirce agus Tearmann**.



Tar éis caibidlíocht chasta pholaitiúil agus dhlíthiúil, tháinig na Ballstáit agus Parlaimint na hEorpa ar chomhaontú maidir leis an tacar cuimsitheach rialacha sin, rud a thug **tús úr don Eoraip**, áit a bhfuil bacadh agus marbhántacht feicthe againn ar feadh na mblianta fada.

Leis na rialacha nua, déanfaimid **rialú níos doichte ar ár dteorainneacha seachtracha**. Táimid **ag déanamh nósanna imeachta tearmainn, fillte agus teorann níos tapúla** agus níos éifeachtaí agus ag cur i bhfeidhm teorainneacha ama níos déine agus rialacha níos déine chun iarratais mhíchuí nó iarratais a thagann astu sin a theorannú, ach na ráthaíochtaí is gá do dhaoine aonair á gcoinneáil ar bun againn. Eiseofar láithreach cinntí um fhilleadh dóibh siúd nach bhfuil ceart fanachta acu.

Tá **an Ghréig** ag tabhairt tús áite do **thionscadal lánpháirtíochta**, atá maoinithe ag **NextGenerationEU**, trína gcuirtear **oiliúint** ar **dhídeanaithe agus imircigh**, daoine faoi mhíchumas san áireamh, **i gcosaint ar dhóiteáin agus ar chreathanna talún**. Tugann an tionscadal muintir na háite agus imircigh níos gaire dá chéile chun aghaidh a thabhairt ar dhúshláin choiteanna.




Agus tá rialacha níos soiléire anois againn maidir le freagracht na mBallstát, ina bhfuil **bearta feabhsaithe chun gluaiseachtaí tánaisteacha a theorannú**.

**Tacóidh na Ballstáit le chéile trí úsáid a bhaint as sásra dlúthpháirtíochta atá solúbtha ach buan**. Beidh an rogha ag gach ceann acu an cineál dlúthpháirtíochta is mian leo a roghnú. Is fearr anois atá an tAontas seo againne in ann an imirce a bhainistiú.

I gcomhthráth le reachtaíocht níos éifeachtaí a fhorbairt, le linn na mandáide seo, chuidigh an Coimisiún leis na Ballstáit aghaidh a thabhairt ar **dhúshláin láithreacha** — ón méadú ar líon na ndaoine atá ag teacht isteach sa Mheánmhuir go hionstraimiú na himirce atá ar bun ag an mBealarúis — le tacaíocht oibríochtúil agus le cúnamh ó ghníomhaireachtaí an Aontais. Agus thógamar **comhpháirtíochtaí le tríú tíortha** chun an smuigleáil a chomhrac agus chun an filleadh a mhéadú.

An chomhpháirtíocht chuimsitheach a shíníomar leis **an Túinéis**, cuir i gcás, baineann buntáistí frithpháirteacha léi nach mbaineann leis an imirce — ó fhuinneamh agus oideachas go scileanna agus slándáil. Is í sin an treoirphlean le haghaidh comhaontuithe eile atá le síniú le tíortha comhpháirtíochta, chun comhar a chothú agus chun bainistiú imirce a fheabhsú.




## PRÍOMHÉACHTAÍ



Leis an g**Comhaontú Nua maidir le hImirce agus Tearmann**, tá an Coimisiún ag cur ar fáil forálacha láidre chun réiteach fadtéarmach inbhuanaithe a chur ar bun chun **córas coiteann AE a fhorbairt chun an imirce a bhainistiú**. Cinnteoidh na rialacha nua go ndéanfar **bainistiú láidir agus cothrom ar imirce agus ar thearmann**.



Príomhghné den Chomhshocrú is ea comhroinnt chóir na **freagrachta** agus na **dlúthpháirtíochta**.



Soiléireoidh rialacha nua na **critéir maidir le cosaint idirnáisiúnta a dheonú, cearta agus oibleagáidí dídeanaithe, agus tabharfar isteach rialacha níos déine lena gcuirfear smachtbhannaí ar ghluaiseachtaí neamhúdaraithe laistigh den Aontas**.



**Gheobhaidh mionaoisigh gan tionlacan** cúnamh láithreach, agus cinnteoidh na Ballstáit go mbeidh an **ceart chun oibre** ag iarrthóirí tearmainn ag a bhfuil éilimh a bhfuil bunús maith leo.



Chun leanúint de bheith iomaíoch, mhol an Coimisiún Eorpach bearta chun **na scileanna agus an tallann** atá de dhíth ar ár ngeilleagair agus ar ár sochaithe **a mhealladh**.

Leis an **Treoir maidir leis Cárta Gorm**, is féidir le hoibrithe ardcháilithe ó thíortha nach Ballstáit den Aontas iad tairbhe a bhaint as nósanna imeachta luatha iontrála chun gur bhféadfaidh siad teacht chuig an Aontas agus cur lena iomaíochas eacnamaíoch.

Leis an **Treoir nua maidir le Cead Aonair** tá shraith choiteann de chearta d'oibrithe ó thíortha nach den Aontas iad leagtha síos, maidir le dálaí oibre, slándáil shóisialta, aitheantas do cháilíochtaí agus sochair chánach.




Tá **Comhpháirtíochtaí Tallainne** nuálacha á saothrú ag an gCoimisiún le príomhthíortha comhpháirtíochta, lena n-áirítear Maracó, an Túinéis, an Éigipt, an Bhanglaidéis agus an Phacastáin. Leis na comhpháirtíochtaí sin féadfaidh daoine ó na tíortha sin dul i mbun oibre, staidéir agus oiliúna san Aontas, agus scileanna nua á bhforbairt acu a rachaidh chun tairbhe a dtíire tionscnaimh ina dhiaidh sin.




Le linn na mandáide seo, chuir an Coimisiún i láthair **ceithre phlean gníomhaíochta** le haghaidh na mórbhealaí imirce: **na Balcáin Thiar, an Mheánmhuir Thiar agus an tAtlantach, agus an Mheánmhuir Thoir**. Nuair a tháinig méadú mór ar líon na n-imirceach neamhrialta a bhí ag teacht isteach san Iodáil i samhradh 2023, sheol an tUachtarán **von der Leyen** an plean **10 bpointe le haghaidh Lampedusa**.




Tháinig torthaí ar na Pleananna Gníomhaíochta. Sna Balcáin Thiar, tháinig **laghdú 31 % ar líon na n-imirceach a tháinig isteach in 2023 i gcomparáid le 2022**.




Chuir an Coimisiún **tacaíocht airgeadais ar fáil do na Ballstáit** freisin. Eisíocadh thar ar €6 bhilliún as an gCiste um Thearmann, Imirce agus Lánpháirtíocht (2019-2023) chun cuidiú leis na Ballstáit an imirce a bhainistiú, €3 bhilliún as an gCiste Slándála Inmheánaí — Teorainneacha agus Víosaí (2019-2020) le haghaidh bainistiú teorainneacha; agus €1 bhilliún as an gCiste Slándála Inmheánaí — Póilíní (2019-2020) chun an tslándáil a neartú.



Sheol an Coimisiún Glao ar Ghníomhaíocht le haghaidh **Comhaontas Domhanda chun Smuigleáil Imirceach a Chomhrac** ag Comhdháil Idirnáisiúnta sa Bhruiséil, agus chuir tíortha ar fud an domhain leis sin. San am céanna, mholamar freisin **reachtaíocht nua chun smuigleáil imirceach a chosc agus a chomhrac**, creat reachtach 20 bliain d'aois a nuashonrú, chun rialacha íosta a thabhairt isteach chun cur i gcoinne éascú teacht isteach neamhúdaraithe, idirthurais neamhúdaraithe agus fanacht neamhúdaraithe san Aontas.

# An daonlathas agus an smacht reachta a neartú

I dtús na mandáide, gheall Coimisiún von der Leyen **tús áite a thabhairt don smacht reachta agus borradh nua a chur faoi dhaonlathas na hEorpa**. Is iomaí rud a tharla laistigh agus lasmuigh den Aontas a chruthaigh go raibh an ceart againn, **ní féidir linn talamh slán a dhéanamh den daonlathas**. Ní mór dúinn troid ar a son gach lá as an nua. Tá reachtaíocht forbartha ag an gCoimisiún seo chun an daonlathas a chosaint agus a neartú, chun cur i gcoinne cur isteach eachtraigh, an bhréagaisnéis a chomhrac agus saoirse agus iolrachas na meán a chosaint, chomh maith le sábháilteacht iriseoirí.

Agus rinneamar bearta nach ndearnadh a leithéid riamh cheana chun seasamh leis an smacht reachta sna Ballstáit uile. Chuireamar **Tuarascáil bhliantúil maidir leis an Smacht Reachta** ar bun, ina gcuirtear moltaí saincheaptha do gach Ballstát chun sárú an smachta reachta a chosc agus chun é a neartú a thuilleadh. Nuair nár leor an t-idirphlé, bhaineamar úsáid as na huirlisí uile a bhí ar fáil dúinn, lena n-áirítear **bearta maidir le sáruithe nó an sásra coinníollachta buiséid**. Fágann sin gur féidir íocaíochtaí as bhuiséad an Aontais a chur ar fionraí i gcás nach gcloífear leis an smacht reachta i mBallstát. Arna iarraidh sin don Choimisiún, gníomhachtaíodh an fhoráil sin i gcás **na hUngáire**.


© Adobe Stock

Thugamar aghaidh go daingean ar dhúshláin roimh an smacht reachta, chun ár ndaonlathas Eorpach agus ár sochaithe saora oscailte a chosaint.

## PRÍOMHÉACHTAÍ


© Adobe Stock

Leis an b**Plean Gníomhaíochta um an Daonlathas** Eorpach, tá bearta nithiúla glactha ag an gCoimisiún chun toghcháin shaora chóra a chur chun cinn, chun saoirse na meán a neartú agus chun cur i gcoinne na bréagaisnéise.

Tá dlíthe nua maidir le **fógraíocht pholaitiúil**, cearta toghchánacha agus maoiniú páirtithe leagtha amach ag an gCoimisiún. Nuair a thiocfaidh siad i bhfeidhm, **beidh sé éigeantach fógraí polaitiúla a lipéadú mar fhógraí polaitiúla agus tagairt shoiléir dhéanamh dóibh siúd atá ag íoc astu**.


© Adobe Stock

Leis an n**Gníomh Eorpach um Shaoirse na Meán**, leag an Coimisiún amach den chéad uair sraith coimircí coiteanna chun saoirse agus iolrachas na meán a chosaint san Eoraip, lena n-áirítear chun neamhspleáchas eagarthóireachta agus iolrachas na meán a chosaint, agus chun feidhmiú neamhspleách mheáin na seirbhíse poiblí a chinntiú.


© Adobe Stock


© Adobe Stock

Is príomhuirlis iad **nósanna imeachta um shárú** chun an smacht reachta a chosaint, agus lena **Sásra Coinníollachta nua**, tá sé de chumhacht ag an Aontas anois **cistí an Aontais a choinneáil siar nuair a sháraítear an smacht reachta**.

Chun **riosca an éillithe** a chomhrac go héifeachtach, ghlac an Coimisiún, i mí na Bealtaine 2023, pacáiste de **bhearta frith-éillithe**, lena n-áirítear rialacha lena ndéantar cionta éillithe a choiriúlú agus lena gcomhchuibhítear pionóis ar fud an Aontais. Agus déanaimid monatóireacht anois ar fhorbairtí a bhaineann leis an gcomhrac i gcoinne an éillithe sa Tuarascáil bhliantúil ar an Smacht Reachta.


© Adobe Stock


© Adobe Stock

Den chéad uair, tá coimircí coiteanna leagtha amach ag an gCoimisiún **lena gcosnaítear saoirse agus iolrachas na meán san Eoraip** agus thug sé isteach reachtaíocht **lena gcosnaítear iriseoirí agus cosantóirí chearta an duine araon ar chásanna dlí straitéiseacha i gcoinne rannpháirtíocht phoiblí (SLAPP)**.

Mhol an Coimisiún **Comhlacht Eitice a chruthú a chumhdódh gach institiúid AE**, a leagfadh síos caighdeáin maidir le heitic do gach institiúid agus a chinnteoidh comhordú tráthrialta eatarthu.


© Adobe Stock

**Dhúnamar an Sásra Comhair agus Fíorúcháin (CVM)** a tugadh isteach tráth aontachas **na Bulgáire agus na Rómáine** mar bheart idirthréimhseach chun dul chun cinn a éascú i réimsí an athchóirithe bhreithiúnaigh agus an chomhraic i gcoinne an éillithe. Ós rud é go bhfuil dul chun cinn mór déanta ag an dá Bhallstát, ba den chothromas deireadh a chur leis an sásra sin.







Chun rannpháirtíocht na saoránach a neartú, bhí ról ceannasach ag an gCoimisiún sa **Chomhdháil ar Thodhchaí na hEorpa**. Thug níos mó ná cúig mhilliún úsáideoir uathúil cuairt ar ardán digiteach na Comhdhála. D'fhreastail os cionn 700 000 rannpháirtí ar imeachtaí ar fud an Aontais.

Nuair a bhí deireadh na Comhdhála ann, an 9 Bealtaine 2022, chuir rannpháirtithe na Comhdhála tuarascáil i láthair, ina raibh **49 dtogra** maidir le hábhair amhail an tsláındáil, an claochlú digiteach, an t-oideachas, an cultúr, na daoine óga, an spórt agus tuilleadh nach iad.

**Ghníomhaigh an Coimisiún i leith beagnach 95 % de na bearta a mhol an Chomhdháil ar Thodhchaí na hEorpa** a thagann faoina shainchúram. Is iad torthaí na Comhdhála a spreag cláir oibre 2023 agus 2024 de chuid an Choimisiúin.







Tá uasghrádú déanta ag an gCoimisiún freisin ar **an tairseach Cloisimis Uait** go pointe iontrála aonair le haghaidh ár n-uirlisí rannpháirtíochta saoránach uile.

Tá dul chun cinn mór déanta againn maidir le príomhchomhaid reachtacha, agus **tá os cionn 840 togra curtha i láthair againn**. A bhuí le comhar éifeachtach le Parlaimint na hEorpa agus le Comhairle an Aontais Eorpaigh, **comhaontaíodh beagnach 75 % de na tograí reachtacha uile a bhainistigh an Coimisiún seo**.



# An Eoraip a bheith níos láidre agus níos ceannasaí sa domhan

Le blianta beaga anuas, léirigh Coimisiún von der Leyen a mhinice is féidir dúshláin ollmhóra a fhreagairt agus é **ag obair i gcomhar le cairde agus le comhpháirtithe**. A bhuí le cumas an Aontais comhghuaillíochtaí cumhachtacha a chruthú ar fud an domhain, neartaíodh ról na hEorpa ar fud an domhain.

Ba ar an Afraic thug Coláiste na gCoimisinéirí reatha a chéad chuairt. Le hobair Choimisiún von der Leyen, tá **an caidreamh leis na Stáit Aontaithe tugtha go leibhéil nua**, le dlúthchomhar chun tacú leis an Úcráin, agus maidir le fuinneamh, gníomhú ar son na haeráide, trádáil agus teicneolaíocht.

Chuidigh sé freisin leis an gcaidreamh leis **an Ríocht Aontaithe** a athshocrú tar éis Brexit. Thugamar **Creat Windsor** chun críche le caibidlíocht, creat a chuir ceann de na caidrimh is tábhachtaí atá againn san Eoraip ar ais ar bhealach dearfach.

Agus d'fhorbraíomar glúin nua comhpháirtíochtaí leis an **Tairseach Dhomhanda**, an clár infheistíochta domhanda is mó a bhí riamh ag an Eoraip. Is í an Tairseach Dhomhanda, dar luach **€300 billiún**, an tairiscint atá againn le haghaidh tionscadail ardcháilíochta infheistíochta agus bonneagair **lena gcloítear le hardchaighdeáin chomhshaoil agus shóisialta agus lena gcruthaítear poist agus fás go háitiúil**.

Baineann an Tairseach Dhomhanda le **comhpháirtíochtaí a rachaidh chun tairbhe do chách** a fhorbairt agus leasanna ár gcomhpháirtithe agus leasanna an Aontais á gcur san áireamh ó thaobh na geopholaitíochta de.

Agus tá torthaí air cheana féin. **Roghnaíodh breis agus 200 tionscadal suaitheanta**, lenar ghabh €66 bhilliún d'infheistíochtaí ó chomhpháirtíochtaí straitéiseacha maidir le hamhábhair leis an Namaib, leis an tSile agus leis an Airgintín, go comhar maidir le hidrigin in-athnuaite le Maracó agus leis an Éigipt, nó maidir le córas digiteach cáblaí fomhuirí, ar a dtugtar Medusa, a nascann an tAontas le tíortha na hAfraice Thuaidh. Beidh cuid mhór tionscadal eile ag teacht.




An clár infheistíochta domhanda is mó a bhí riamh ag an Eoraip



Dar luach **€300 billiún**



Breis agus **200 tionscadal suaitheanta** a roghnaíodh

Tá **an Tairseach Dhomhanda** ag tacú le tionscadal uaillmhianach **Chonair Lobito**. Nascfaidh an Chonair an chuid theas de Phoblacht Dhaonlathach an Chongó (DRC), an chuid thiar thuaidh den tSaimbia, agus Calafort Lobito in Angóla. **Cuirfidh sin leis an rochtain atá ag Poblacht Dhaonlathach an Chongó agus ag an tSaimbia ar na margaí trádála domhanda** trí fheabhas a chur ar chúrsaíocht earraí agus ar shoghluaisteacht na saoránach.



Cuirtear an Tairseach Dhomhanda chun feidhme de réir cur chuige 'Team Europe' — institiúidí an Aontais agus Ballstáit an Aontais ag obair i gcomhar le chéile — agus ní hamháin go dtacaíonn sí leis an aistriú glan agus leis an aistriú digiteach ar fud an domhain, ach cuireann sí le tionchar an Aontais ar an ardán domhanda freisin.

Tá an Eoraip ag daingniú a cáile mar chomhpháirtí fadtéarmach iontaofa, agus í ag obair ar mhaithe le sochair fhrithpháirteacha.

## AN TAIRSEACH DHOMHANDA: 5 THOSAÍOCHT INFHEISTÍOCHTA



**SEIRBHÍSÍ DIGITEACHA**
Tacaíonn an tAontas Eorpach le hidirlíon oscailte agus slán



**AERÁID AGUS FUINNEAMH**
Tacaíonn an tAontas le hinfheistíochtaí agus le rialacha a réiteoidh an bealach le haghaidh an aistrithe chuig fuinneamh glan



**IOMPAR**
Tacaíonn an tAontas le gach modh iompair atá glas cliste sábháilte



**SLÁINTE**
Cuideoidh an tAontas slabhraí soláthair agus táirgeadh áitiúil vacsaíní a neartú



**OIDEACHAS AGUS TAIGHDE**
Déanann an tAontas infheistíocht in oideachas ardchaighdeáin, agus béim ar leith ar chailíní, ar mhná agus ar ghrúpaí leochaileacha

## PRÍOMHÉACHTAÍ



Dhaingnigh Coimisiún von der Leyen a ról mar **cheannaire domhanda sa ghníomhú ar son na haeráide** tríd an g**Comhaontú Glas don Eoraip** agus tríd an dianobair a rinne sé lena chinntiú go gcomhlíonfadh ár gcomhpháirtithe ar fud an domhain na **gealltanais a tugadh faoi Chomhaontú Pháras**.



Thugamar **Comhghuaillíochtaí agus Comhpháirtíochtaí Glasa** chun críche le dlúthpháirtithe amhail Ceanada, an tSeapáin, Maracó, an Iorua, agus Poblacht na Cóiré; agus sheolamar **Comhpháirtíochtaí um Aistriú Fuinnimh Cóir** leis an Afraic Theas, leis an tSeineagáil, leis an Indinéis agus le Vítneam chun tacú leo ina n-aistriú glan.




Tá cuid mhór déanta ag Coimisiún von der Leyen chun **ár dteaghlach Eorpach a iomlánú**. I mí na Nollag 2023, thug an Chomhairle Eorpach cead tús a chur leis an gcaibidlíocht aontachais leis **an Úcráin** agus leis **an Mholdóiv**. In 2022 chuireamar tús leis an gcaibidlíocht aontachais **leis an Albáin agus leis an Macadóin Thuaidh**; agus bronnadh stádas tír is iarrthóir ar an Aontas Eorpach ar **an mBoisnia agus an Heirseagaivéin** agus **ar an tSeoirsia**.




Ina theannta sin, le maoiniú €6 bhilliún, tiocfaidh roinnt de na **buntáistí a bhaineann le ballraíocht as Plean Fáis an Choimisiúin do na Balcáin Thiar roimh an aontachas agus cuirfidh sé borradh faoin bhfás eacnamaíoch** sna Balcáin Thiar.

Tá an **caidreamh idir an tAontas agus na Stáit Aontaithe curtha ar an mbóthar ceart arís** ag an gCoimisiún tar éis tréimhse ina raibh easaontais ann. Sheolamar an **Chomhairle Trádála agus Teicneolaíochta idir an tAontas agus na Stáit Aontaithe** in 2021, comhairle atá ina fóram a bhfuil tús áite aige anois le haghaidh malartuithe déthaobhacha. Tá **an Chomhairle Fuinnimh agus an tIdirphlé idir an tAontas agus na Stáit Aontaithe** curtha chun cinn againn, agus bhunaíomar Tascfhórsa nua um Shlándáil Fuinnimh. Agus rinneamar dlúth-chomhordú le chéile inár d**tiomantas comhpháirteach tacú leis an Úcráin** ina cogadh i gcoinne fhogha na Rúise.






Tar éis **ionsaithe sceimhlitheoireachta brúidiúla Hamas ar Iosrael**, cháineamar Hamas go neamhbhalbh. Seasaimid leis an gceart atá ag Iosrael é féin a chosaint agus d'athdhearbhaíomar gur gá sin a dhéanamh i gcomhréir leis an dlí idirnáisiúnta agus leis an dlí daonnúil idirnáisiúnta, **lena gcinntítear cosaint an phobail shibhialta**.

De réir mar bhí an choinbhleacht ag dul i ndéine, chuamar ag obair go gasta chun tacaíocht dhaonnúil a chur ar fáil do mhuintir na Palaistíne i nGaza. I mí Dheireadh Fómhair 2023, **mhéadaíomar faoi cheathair an chabhair éigeandála do Phalaistínigh, lena n-áirítear trí Oibríocht Aerdhroichid Dhaonnúil thiomnaithe**.

Le breis agus **40 eitilt**, tá breis agus **1 700 tona** d'earraí fóirithinte daonnúla seachadta againn ó shin, cuir i gcás soláthairtí leighis, ionaid dídine, cothú, ábhar lóistíochta agus busanna.

Táimid lántiomanta i gcónaí oibriú le comhpháirtithe réigiúnacha agus idirnáisiúnta chun géarú na coinbhleachta a chosc agus chun réiteach marthanach a bhaint amach ar bhonn réiteach dhá stát.






**Tá an trádáil láidir i gcónaí a bhuí leis an líon comhaontuithe trádála, an líon is mó a bhí ann riamh** (42 chomhaontú fhabhracha le 74 thír). Le linn na mandáide seo, tá **cúig chaibidlíocht trádála nua-aimseartha tugtha i gcrích** ag an gCoimisiún: trí Chomhaontú Saorthrádála nuaghlúine **leis an Nua-Shéalainn, leis an tSile, agus leis an gCéinia**, a léiríonn ár straitéis trádála agus forbartha inbhuanaithe lena n-áirítear ardchaighdeáin cosanta comhshaoil agus ceart sóisialta; mar an gcéanna, thugamar an chéad chomhaontú infheistíochta inbhuanaithe riamh le h**Angóla** chun críche, agus margadh sreabh sonraí leis **an tSeapáin**.

Tá **straitéis nua** forbartha ag an gCoimisiún **maidir leis an gcaidreamh leis an tSín**, straitéis atá dírithe ar **'dhí-rioscú'** seachas díchúpláil. Choinníomar línte cumarsáide ar oscailt agus d'oibríomar le chéile chun aghaidh a thabhairt ar dhúshláin choiteanna amhail an t-athrú aeráide. Labhraíomar amach go seasta faoi mheathlú **staid chearta an duine**. Agus tá bearta curtha i bhfeidhm againn chun aghaidh a thabhairt ar ábhair imní slándála, baineadh siad le 5G, infheistíocht dhíreach choigríche, rialuithe onnmhairiúcháin, nó le cur i gcoinne saobhadh eacnamaíoch agus saobhadh eacnamaíoch a dhíspreagadh.

# Oibriú i gcomhar le chéile mar Aontas

Gach lá ó thús na mandáide, tá an Coimisiún seo ag obair chun an Eoraip a dhéanamh níos aontaithe agus níos láidre. Sa bhaile, thángamar slán as géarchéimeanna nach bhfacthas a leithéidí riamh roimhe.



Ar an stáitse domhanda, chuir cur chuige Team Europe ar chumas an Aontais a bheith níos straitéisí, níos ceannasaí agus níos aontaithe.

Ar feadh na mandáide seo, tháinig fíor-Aontas geopholaitiúil ar an saol — a bhí ag tacú leis an Úcráin, ag seasamh i gcoinne ionsaí na Rúise, ag cur chun cinn an oird atá bunaithe ar rialacha agus ag infheistiú i gcomhpháirtíochtaí.

**Gheallamar go mbeimis ceannasach uaillmhianach. Choinníomar orainn go deireadh an rása agus rinneamar beart de réir ár mbriathair.**

